## Clár

## Ár Misean

Seirbhísí poist, dáileacháin agus airgeadais den scoth ar chaighdeán domhanda le rochtain phobail áitiúil agus naisc dhomhanda nach féidir a shárú a chur ar fáil.

## Ár bhFís

Agus muid ag obair le chéile mar fhoireann aontaithe, is í ár n-aidhm an t-iomaíochas nua atá ann a shárú, seirbhís de cháilíocht níos fearr a sheachadadh, ar bhealach níos éifeachtaí, ar níos mó custaiméirí trí bheith de shíor ag dul in oiriúint, a bheith nuálach agus an t-athrú a chur i bhfeidhm go leanúnach.

# Ár Luachanna

## Seirbhís Custaiméirí d'Ardchaighdeán

Tús áite a thabhairt don chustaiméir i ngach rud a dheinimid, caighdeán den chéad scoth a sholáthar go seasta.

## Ráth Tráchtála

Ráth tráchtála a bhaint amach, agus brabús a thuilleamh ar mhaithe leis an ngnó a bhuanú agus a fhorbairt.

## Iomaíochas Costais agus Éifeachtúlacht

Gnó éifeachtúil a rith ar bhonn iomaíoch.

## Meas agus Freagracht Phearsanta

Meas a bheith againn dá chéile agus a glacadh le freagracht phearsanta.

## Saoránach Corparáideach Faoi Mheas

Cúram a dhéanamh den chomhshaol agus a bheith rannpháirteach sa phobal mar shaoránach corparáideach faoi mheas.

## Nuáil agus Athrú

Nuáil agus oiriúnú a chleachtadh go leanúnach, agus athrú a fhorfheidhmiú go rathúil.








## Spreag an infheistíocht sa teicneolaíocht agus sa nuáil fás in earnálacha tábhachtacha nua.










## Rinneamar ceiliúrach ar oscailt ár nOifig Phoist úrscothach nua.




## 980,000

## Ceannaíodh os cionn 980,000 dearbhán One4all ar líne agus in ionaid mhiondíola in 2010.



One4all





















# FEIDHMÍOCHT
# POBAL
# NUÁIL
# MARGADH
# CÁILÍOCHT
# INFHEISTÍOCHT



**Leanamar ar aghaidh leis na feabhsúcháin ar an seirbhís do chustaiméirí le Feidhmchlár nua áisiúil App An Post agus le díolúcháin Sterling agus Dolar in oifigí poist.**









# Infheistíocht

I rith na bliana 2010, infheistíodh caiteachas Caipitil de €47m, a bhí maonithe go hiomlán as acmhainní An Post féin, i saoráidí agus trealamh.

# Bord Stiúrthóirí









5. 6. 7. 8.

**1. John Fitzgerald F.C.C.A.**
**Cathaoirleach – 2,3.**
*Ceapadh 1 Márta, 2008*
Tá formhór a shaol oibre caite ag an Uasal Fitzgerald sa rialtas áitiúil, i bpoist shinsireacha éagsúla, lena n-áirítear seal mar Bhainisteoir Cathrach Bhaile Átha Cliath ó 1996 go 2006. Tá sé ina Chathaoirleach faoi láthair ar Ghníomhaireacht Forbartha Ghráinseach Ghormáin agus ar an dá Ghníomhaireachta Athnuachana a bunaíodh i Luimneach tar éis dó tuarascáil a dhéanamh ar fhabhanna eisiaimh shóisialta sa chathair sin don Rialtas. Tá sé ina Chathaoirleach ar an Údarás Náisiúnta Iompair, ina Leas-Chathaoirleach ar InterTradeIreland, agus ina chomhalta ar bhord Fheidhmeannas na Seirbhíse Sláinte.

**2. Patrick Compton**
**Stiúrthóir-Fostaí.**
*Ceapadh 1 Samhain, 2008; cúigiú téarma.*
Tá sé bliana is tríocha caite ag an Uasal Compton sa tseirbhís phoist agus faoi láthair tá sé ina Chomhordaitheoir Comhpháirtíochta, lonnaithe i Ros Comáin. Bhí sé ina chomhalta d'fheidhmeannas Cheardchumann na nOibrithe Cumarsáide ar feadh dhá bhliain is fiche agus ina uachtarán air i 1986. Tá sé gníomhach i bhforbairt phobail ina cheantar áitiúil agus ina chomhalta de Bhord Leadar an Airgnigh agus de Bhord Forbartha Contae Ros Comáin. Tá sé ina stiúrthóir ar Chuideachta na nDuaisbhannaí Teoranta.

**3. Jerry Condon**
**Stiúrthóir-Fostaí – 2.**
*Ceapadh 1 Samhain, 2008; ceathrú téarma.*
Thosaigh an tUasal Condon ag obair i 1971 leis an Roinn Poist agus Teileagracha agus bhí sé ag obair mar Chléireach Post-Oifige. Tá sé ina bhall gníomhach de Cheardchumann na nOibrithe Cumarsáide ar feadh a shaoil agus chaith sé trí bliana déag ar fheidhmeannas náisiúnta an cheardchumainn sin.

**4. Donal Connell, C.Eng., F.I.E.I., B.E.**
**Stiúrthóir – 2, 3.**
*Ceapadh 14 Lúnasa, 2006.*
Ceapadh an tUasal Connel mar Phríomhfheidhmeannach ar an 14 Lúnasa, 2006. Chuir sé tús lena shaol oibre sa Roinn Poist agus Teileagrafa agus bhí poist shinsearacha bainistíochta aige le Unitrode Ireland, 3Com Ireland agus Maxtor Ireland mar a raibh sé ina Phríomhfheidhmeannach sular tháinig sé chuig An Post. Tá sé ina stiúrthóir neamhfheidhmeannach ar Bhord Eorpach an Xilinx Corporation agus ina Chathaoirleach ar Chuideachta Chrannchur Náisiúnta An Post.

**5. Anne Connolly, B.A., M.B.A.**
**Stiúrthóir – 2.**
*Ceapadh 23 Samhain 2007.*
Tá Iníon Connolly ag obair faoi láthair mar Stiúrthóir ar an Ageing Well Network, líonra neamhspleách ceannaireachta sna hearnálacha poiblí, príobháideacha agus deonacha. Roimhe seo bhunaigh sí Anne Connolly Consulting Limited, cuideachta comhairliúcháin sa bhainistíocht straitéiseach. Sular chruthaigh sí an chuideachta seo, bhí sí ag obair mar bhainisteoir straitéise le Kingspan plc agus, roimhe sin, ar leibhéal sinsireach bainistíochta sna hearnálacha poiblí agus neamhbhrabúsacha. Roimhe seo bhí sí ar bhoird ICC Bank plc agus APSO agus bhí sí ina cathaoirleach ar Chomhnaidhm na bPobal Síomóin in Éirinn.

**6. Paddy Costello**
**Stiúrthóir-Fostaí.**
*Ceapadh 1 Samhain, 2008.*
Chuaigh an tUasal Costello isteach in Oifig an Phoist mar Fhear Poist Sóisireach sa bhliain 1964. Rinneadh Fear Poist de i 1966 agus tá sé fostaithe in Oifig Seachadta Fhionnghlais, Baile Átha Cliath 11 le trí bliana agus daichead. Le linn a shaoil oibre, rinne sé ionadaíocht ar son bhaill de Cheardchumann na nOibrithe Cumarside in Oifigí Seachadta i mBaile Átha Cliath. Bhí poist éagsúla aige mar oifigeach craoibhe agus tá sé ag freastal faoi láthair mar Chisteoir ar Chraobh Seachadadh Poist Bhaile Átha Cliath.

**7. Thomas Devlin**
**Stiúrthóir-Fostaí.**
*Ceapadh 26 Márta, 2010; an dara téarma.*
Chur an tUasal Devlin tús lena shaol oibre in Oifig an Phoist sa bhliain 1976 nuair a chuaigh sé isteach sa Roinn Poist agus Teileagrafa mar Fhear Poist Sóisir ag obair mar theachtaire in Oifig an Aire. Faoi láthair tá sé fostaithe mar Bhainisteoir Seirbhís Seachadta in Ionad Seachadta Mhullach Íde, Co. Bhaile Átha Cliath. Mar bhall gníomhach de Cheardchumann na nOibrithe Cumarsáide chaith sé dhá bhliain ar an gCoiste Riartha Náisiúnta agus bhí sé ina Chathaoirleach ar Chraobh na dTiománaithe den SDS ó 1996 go 2004.

**8. Ciara Hurley B.B.S., M.B.S. (Banking & Finance), M.C.S.I.**
**Stiúrthóir.**
*Ceapadh 3 Aibreán, 2006.*
Tá Iníon Hurley ina Leas-Uachtarán ag Citi Quilter, cuid de Morgan Stanley Smith Barney. Tá níos mó ná fiche bliain de thaithí aici ar bhainistíocht saibhris. Chaith sí seal ag obair le Stocbhróicéirí Goodbody mar Bhainisteoir Sinsir Punann agus le Merrill Lynch International Bank Limited mar Stiúrthóir Infheistíochta. Tá sí ina comhalta den Securities & Investment Institute (Ireland).













13.

14.

15.

**9. James Hyland B.Comm., F.C.A., F.C.I.S.**
**Stiúrthóir – 1.**
*Ceapadh 11 Nollaig, 2008; dara téarma.*
Is cuntasóir cairte é an tUasal Hyland, iar Leas-Phríomhfheidhmeannach ar Ghrúpa Golden Vale a bhí tráth ina Phríomhfheidhmeannach Grúpa ar Youghal Carpets plc. Bhí sé ina Stiúrthóir Bainistíochta ar James Hyland & Company, Cuntasóirí Fóiréinseacha, agus ina chomhpháirtí i Hyland Johnson Murray, Cuntasóirí Cairte. Tá sé ina Chathaoirleach nó ina Stiúrthóir ar roinnt cuideachtaí eile, lena n-áirítear Cuideachta Chrannchur Náisiúnta An Post. Tá sé ina mheantóir chomh maith ar Chlár Fobartha Margaíochta Scoil Ghnó Céimithe Michael Smurfit i gColáiste na hOllscoile, Baile Átha Cliath.

**10. Brian McConnell B.B.S.**
**Stiúrthóir – 1.**
*Ceapadh 3 Aibreán, 2006*
Is baincéir é an tUasal McConnell ó thaobh gairme agus tá taithí chuimsitheach aige in Earnáil na Seirbhísí Airgid. D'fhreastail sé mar Phríomhfheidhmeannach ar Permanent tsb agus Ulster Investment Bank (Baincéireacht/Airgeadas Corparáideach). Bhí stiúrthóireachtaí aige in instidiúidí éagsúla airgeadais lena n-áirítear Irish Life agus Permanent plc agus Ulster Bank Ltd. Tá sé ar scor anois, agus ina Stiúrthóir ar roinnt de chuideachtaí an Ghrúpa AXA agus ar Bhanc Morgáistí Bhanc na hÉireann.

**11. Peter Ormond B.A. (Bus. Mgt.)**
**Stiúrthóir.**
*Ceapadh 8 Márta, 2011.*
Tá an tUasal Ormond ina Bhainisteoir Margaíochta le Mid Ireland Tourism ó mhí Mhárta 2010, tar éis dó seal a chaitheamh mar Bhainisteor Clár le Cumann Forbartha Chill Chormaic. Tá taithí aige chomh maith sa cheantálacht, i ndíolacháin agus margaíocht agus i lóistíocht. Tá sé ina bhall de Chomhairle Contae Uíbh Fháilí agus bhí sé ina chathaoirleach ar an gComhairle in 2005/2006. Tá sé ina chomhalta chomh maith den mBord Airgeadais Oideachais.

**12. Gerry O'Toole**
**Stiúrthóir-Fostaí – 2.**
*Ceapadh 1 Samhain, 2008.*
Thosaigh an tUasal O'Toole ag obair sa Roinn Poist agus Teileagrafa i 1980 mar Fhear Poist Sóisir agus ceapadh é an bhliain dar gcionn ina Fhear Poist. I 1989 tugadh ardú céime dó go post mar Oifigeach Cléireachais agus bhí sé ag obair i réimse na Seirbhísí Airgeadais go dtí 1998 nuair a d'aistrigh sé chuig an tAonad TF mar a bhfuil sé faoi láthair ina Speisialtóir Tacaíochta Teicniúil sa Tacaíocht Líonra TF. Bhí sé ina chomhalta de choistí éagsúla craoibhe nó ceardchumainn i rith na mblianta.

**13. John Quinlivan B.Sc. (Mgt. & Law), M.Sc. (Spatial Planning), Dip. in Public Admin.**
**Stiúrthóir – 3.**
*Ceapadh 24 Nollaig, 2008; dara téarma.*
Bhí saol gairme fada ag an Uasal Quinlivan sa rialtas áitiúil, i bpoist shinsireacha i naoi gcontae, agus cúig bliana déag mar Bhainisteoir Contae Lú san áireamh. Chaith sé cúig bliana mar chomhalta d'Údarás na mBóithre Náisiúnta agus bhí sé ina chomhalta freisin de Bhord Seirbhísí Bainistíochta an Rialtais Áitiúil agus de Bhord Seirbhísí Ríomhaireachta an Rialtais Áitiúil agus An Chomhairle.

**14. Alan Sloane**
**Stiúrthóir – Máistir Poist.**
*Ceapadh 1 Eanáir, 2007; ceathrú téarma.*
Tá an tUasal Sloane ag obair i siopa grósaera agus in oifig poist a theaghlaigh ó 1976 i leith. Ceapadh é ina mháistir poist ar oifig an phoist Loch Gamhna, Co. an Chabháin i 1979. Tá sé ina Stiúrthóir Bainistíochta freisin ar J.A.S. Limited, gnó déantúsaíochta cuntair slándála, a bhunaigh sé i 1985.

**15. Catherine Woods B.A.(Econ)**
**Stiúrthóir – 1, 3.**
*Ceapadh 4 Feabhra, 2008.*
Tá an mhórchuid dá saol gairme caite ag iníon Woods i Londain le JP Morgan. Tá taithí leitheadach aici ar chumaisc agus éadálacha agus ar stocbhróicéireacht san earnáil airgeadais. I measc a cuid sainorduithe bhí athchaipitliú mhargadh árachais Lloyd's of London agus athphríobháidiú bhainc Chríocha Lochlainn. Ó d'fhill sí ar Éirinn, chaith sí na blianta 2004 go 2007 ar an bPainéal um Achomharcanna Ríomhchumarsáide, ag barúlú faoi achomhairc in aghaidh chinntí ComReg. Tá sí ina Stiúrthóir ar Bhainc-Aontas Éireann cpt agus ar an bPainéal Breithnithe maidir le hachomharcanna a bhaineann leis an Scéim Náisiúnta Leathanbhanda.

---

**Rúnaí**
Jack Dempsey

**Oifig Chláraithe**
Ard-Oifig an Phost, Sráid Uí Chonaill, Baile Átha Cliath 1

**Iniúchóir**
KPMG, Cuntasóirí Cairte

**Baincéirí**
Banc na hÉireann

**Aturnaetha**
Matheson Ormsby Prentice

**Uimhir Chláraithe**
98788

**Gluais le haghaidh Coistí an Bhoird**
1. Iniúchadh agus Slándáil
2. Pearsanra
3. Luach Saothair

**Bliain an-tábhachtach ba ea an bhliain anuraidh, 2010, do An Post. In ainneoin na ndeacrachtaí eacnamaíochta, chruthaigh An Post go bhfuil sé in ann é féin a oiriúnú do thimpeallacht athraithe. Choinnigh an Chuideachta a fhócas ar na príomhghnéithe atá laistiar dá rath tráchtála – cáilíocht na seirbhíse, rialú costais, nuáil agus eagrú deiseanna ioncaim.**



# Ráiteas an Chathaoirligh

Le deaphleanáil straitéiseach agus cláir oiriúnach don athrú agus muid ag ullmhú d'oscailt an mhargaidh rinneadh cinnte go bhfuil an Chuideachta i riocht maith lena bhonn ioncaim a éagsúlú, dul san iomaíocht le haghaidh gnó nua agus an gnó sin a bhaint.

Tá caighdeáin níos airde de cháilíocht seirbhíse, méadú ar nuáil táirgí, feabhsúchán leanúnach ar phróiseas, rialú costais agus feabhas mór ar rannpháirtíocht na foirne á mbaint amach ag An Post.

Arís eile, rinneadh gearradh suntasach ar chostais ó thaobh caiteachais pá agus neamhphá. Leanadh ar aghaidh le caiteachas caipitil i limistéir atá ríthábhachtach do rath na Cuideachta sa todhchaí, ar nós na seirbhíse poist lena n-áirítear na seirbhísí beartán agus paicéad agus táirgí nua miondíola, agus acmhainní airgid tirim An Post féin á maoiniú go léir.

Leanfaidh An Post ar aghaidh lena chuid infheistíochta i ndúshraith gnó sa todhchaí agus beidh sé á oiriúnú féin ag an am céanna le fíricí na tráchtála mar a thagann siad chun cinn d'Éirinn agus don earnáil phoist dhomhanda.

Tá ról An Post in eacnamaíocht na hÉireann ríthábhachtach. Tá cumas ar leith ag an gCuideachta mar gheall ar a struchtúr, a réim náisiúnta agus a fhoireann chun riachtanas na gcustaiméirí a aithint, deiseanna nua a aithint agus tacú le forbairtí nua sa tír seo. Leis na dúshláin atá againn faoi láthair, ní mór do ghnólachtaí treochtaí na gcustaiméirí sa todhchaí a thuiscint roimh ré agus a bheith rathúil trí chruth a chur ar an todhchaí sin.

Tá tosca an mhargaidh neamhchinnte go fóill agus meath leanúnach ar mhéid an phríomhghnó poist le meath na heacnamaíochta agus le fás an ríomh-ionadú. Is saincheist chriticiúil í maoiniú na hOibleagáide Seirbhíse Poiblí i gcónaí don Chuideachta. Tá taraifí An Post i measc na dtaraifí is ísle san Eoraip, gan athrú déantar ar phraghas an bhunstampa le níos mó ná ceithre bliana.

Léiríonn feabhsúchán leanúnach na seirbhísí go dtí seo go bhfuil an fócas ar an gcustaiméir agus an tiomantas i leith méadú a dheanamh ar an nuáil agus ar an solúbthacht ar fáil i ngach cuid de An Post.

**Ní mór dúinn leanúint ar aghaidh leis na feabhsúcháin ar sheirbhís agus díriú ar an nuáil agus ar an iomaíochas sa Chuideachta i ngach gníomh tráchtála agus i ngach idirbheart le custaiméirí.**

Tá seirbhís níos fearr ann le cur chuigí nua i leith pleanáil oibre agus sábháil ar chostais chomh maith. Spreag an clár leanúnach nuachóirithe, agus tionscnaimh inmheánacha cumarsáide, mórtas nua i measc lucht foirne i mbranda An Post agus i seachadadh seirbhísí den chéad scoth do chustaiméirí gach lá.

Beidh sruthanna nua ioncaim á bhforbairt i gcónaí ag An Post mar fhreagairt don mheath do-éalaithe i méid an chroíghnó poist. Tá cruthaithe go maith ag An Post ó thaobh deiseanna infheistíochta agus comhpháirtíocht gnó a fhorbairt le sruth ioncaim na Cuideachta a mhéadú. I ngach cás bhain sé leas as neart a bhonn custaiméirí, as líonraí, as saineolas margaíochta agus as a réim rochtana miondíola.

Ó mhí Eanáir 2011, tá An Post ag feidhmiú i margadh lánoscailte iomaíoch poist, margadh a thugann a lán dúshlán dóibh siúd uile atá páirteach ann. Is cuideachta é An Post a léirigh cheana chomh luachmhar is atá an phleanáil shiosmaideach straitéiseach. Níl aon amhras orm go bhfeicfidh gach páirtí leasmhar in An Post chomh luachmhar is atá sé Cuideachta láidir bhailí a chothabháil, Cuideachta a choinníonn a shainmheon seirbhíse poiblí agus a dhéanfaidh a cion go láidir don eacnamaíocht go ceann i bhfad. Ní tharlóidh sé seo de thaisme: beidh ar gach duine a ndícheall a dhéanamh, comhoibriú le chéile, iad féin a oiriúnú do na tosca athraithe agus na hathruithe i riachtanais na gcustaiméirí a shású.

Ba mhaith liom mo bhuíochas a thabhairt do Paddy Davoren agus Louise English, a d'éirigh as an mBord i rith na bliana. Is mór againn an cion a rinne siad le linn a dtréimhse oifige. Chuaigh Michael Tyndall, Rúnaí na Cudeachta, ar scor ar an 21 Márta, 2011 tar éis na 13 bliana atá caite a chaitheamh mar Rúnaí Cuideachta. Thug Michael tacaíocht shármhaith dom féin agus do chomhaltaí eile an Bhoird agus guím gach rath air sna blianta atá le teacht.

Is mian liom mo bhuíochas a ghabháil leis an iar-Aire Cumarsáide, Fuinnimh agus Acmhainní Nádúrtha, Eamon Ryan T.D agus lena chuid oifigeach ar son a gcúnaimh agus a gcuid tacaíochta i rith na bliana 2010.

Ó cuireadh ar bun í tá a cumas chun deileáil leis an athrú léirithe ag an gCuideachta seo. Agus luas na n-athruithe ag méadú tá muinín agam as an mBord, as an bhfoireann bainistíochta agus as an bhfoireann i gcoitinne agus iad ag tabhairt faoi dhúshláin an lae inniu agus iad ag pleanáil don timpeallacht gnó a bheith ann sna blianta atá romhainn.

**John Fitzgerald**
Chathaoirligh

**Bhí toradh sásúil ann in 2010. Ba bhliain chinniúnach í seo do An Post ar go leor bealaí agus muid ag ullmhú don mhargadh lánliobrálaithe poist Eorpach. Rinneadh dul chun cinn maith i rith na bliana le struchtúir agus próisis na Cuideachta a oiriúnú le deileáil le fíricí nua tráchtála na heacnamaíochta in Éirinn.**



# Athbhreithniú an Phríomhfheidhmeannaigh

Bhain go leor dúshlán leis an timpeallacht gnó go ginearálta sa tír seo agus ar fud an domhain. Chuir an meathlú eacnamaíoch isteach ar gach gnó in Éirinn, le méideanna poist ag titim, ionadú leictreonach ag méadú agus iomaíocht láidir ag cur isteach ar ár ngnó poist, miondíola agus ar ár bhfochuideachtaí.

In ainneon dúshláin na heacnamaíochta, lean an Chuideachta ar aghaidh leis an infheistíocht sna limistéir atá ríthábhachtach dá gnó agus sna réimsí ina bhfuil an t-ionchas ann chun sruthanna nua ioncaim a ghiniúint. Choinníomar ár bhfócas straitéiseach ag an am céanna, ag cur feabhais ar cháilíocht na seirbhíse, ar iomaíochas agus ar an nuáil in ngach cuid den Chuideachta. Agus é sin á dhéanamh, tá An Post tiomanta do thacaíocht a thabhairt dár gcustaiméirí a ngnó a fhorbairt agus a fhás agus dár gcion féin a dhéanamh ar son téarnamh na heacnamaíochta in Éirinn.

Den cheathrú bliain as a chéile sháraíomar na torthaí a bhaineamar amach roimhe seo ó thaobh Cáilíocht na Seirbhíse agus leanamar ar aghaidh ag feabhsú na seirbhíse don phost idirnáisiúnta.

Bhí láimhdeachas €805m ag an ghrúpa, a bhí níos mó ar éigean ná láimhdeachas 2009 (€804m). Ba mhaith an toradh é sin i gcomhthéacs mheathlú na heacnamaíochta.

Tá an Chuideachta i mbun idirbheartaíochta i gcónaí le hionadaithe na bhfostaithe d'fhonn plean a chur i gcrích le dul i ngleic leis an easnamh sa chiste pinsin agus na híoschaighdeáin maoinithe atá leagtha síos ag an mBord Pinsean a bhaint amach.

### Brabús Oibriúcháin
Bhain An Post brabús oibriúcháin de €5.8m amach don Ghrúpa in 2010, i gcomparáid le €5.7m an bhliain roimhe sin. Tháinig an fheidhmíocht seo as an gclár don athrú a fhorfheidhmiú go leanúnach. Rinneadh laghdú de 331 ar an gCoibhéis Lánaimseartha (CLA) i gCuideachta An Post, agus sábháileadh €20m dá bharr sin, agus de bharr éifeachtachtaí éagsúla eile a gnóthaíodh trí shocruithe nua oibre agus uathoibríochta.

### An Gnó Poist
Thit méid an phoist traidisiúnta timpeall 7% i rith na bliana 2010. Ba é an meathlú eacnamaíoch agus a thionchar ar ghnólachtaí Éireannacha, agus an t-ionadú leanúnach leictreach agus an méadú san iomaíocht sa ghnó post ba mhó ba chúis leis seo. Tharla 1% iomlán den mheath i méid an phoist go díreach mar gheall ar an drochaimsir ag deireadh na bliana.

Mar chuid den straitéis atá againn an gnó beartán a fhás agus ár sciar den mhargadh a mhéadú, rinne an Chuideachta níos mó infheistíochta i bhforbairt a eolaí siopadóireachta ar líne iloveshopping.ie. Le cabhair feachtas náisiúnta fógraíochta agus le rogha níos mó agus tairiscintí speisialta ar líne mealladh 337,448 cuairteoir chug suíomh iloveshopping.ie ó seoladh é. Ar an iomlán, shroich an trácht chuig láithreáin idirlín na miondíoltóirí atá rannpáirteach linn beagnach 400,000 cuairt. Chomh maith le brandaí domhanda agus sreangshiopaí móra tá líon mór gnólachtaí beaga agus meánmhéide as Éirinn ar an suíomh, agus is gnólachtaí atá lonnaithe ag baile faoi tuath a lán acu.

Leanadh ar aghaidh le forbairt táirgí poist díreacha, lena n-áirítear uirlisí le feachtais ar líne a bhainistiú, agus cuireadh béim ar leith ar thacaíocht don earnáil ghnólachtaí beaga agus meánmhéide. Eagraíodh cruinnithe eolais agus semineáir gnó le saineolaithe ar fud na tíre agus bhí an-ghlacadh acu siúd a d'fhreastail orthu leo mar áiseanna praiticiúla chun gnó a fhorbairt agus líonrú a dhéanamh trasna earnálacha.

D'fhan táille príomha An Post, 55c, ag an leibhéal céanna is bhí sé le ceithre bliana anuas. I gcomparáid lenár gcomhpháirtithe Eorpacha agus nuair a dhéantar coigeratú do phaireacht Cumhacht Cheannaigh, ba é seo an seachtú táille príomha is ísle as 29 oibritheoir (AE-27, An Iorua agus An Eilbhéis) dar le Tuarascáil Deutsche Post DHL ar Phraghsanna Litreacha san Eoraip (a eisíodh i mí Mhárta 2010).

D'eisigh Royal Mail na Breataine comparáid idir rátaí ag an leibhéal 100g le déanaí a léirigh gurb é ráta An Post an ráta b'ísle ag an gcéim meáchain seo (don AE-15 mar a bhí ag Nollaig 2010). Tá athbhreithniú á dhéanamh ag mórán oibritheoirí eile ar a dtáillí mar fhreagairt ar fhorbairtí sa tionscal poist.

**Thug An Post go rathúil faoi go leor de na saincheisteanna lárnacha a bhaineann leis an iomaíochas trí cháilíocht a fheabhsú agus costais a laghdú.**

Tá sé ríthábhachtach áfach go mbíonn na praghsanna in oriúint don mhargadh agus go mbíonn an Chuideachta in ann dul san iomaíocht agus tabhairt faoi shaincheisteanna ar nós meath i méideanna ag an am céanna.

Tá intaofacht feidhmíochta agus feabhsúchán leanúnach ríthábhachtach do rath leanúnach ár mbailiúchán poist, don ghnó próiseála agus seachadta, go háirithe agus an margadh oscailte don iomaíocht iomlán anois. Rinneamar dul chun cinn maith in 2010 i dtreo ár sprioc 94% a bhaint amach do sheachadadh poist intíre, an ceathrú bliain as a chéile ar baineadh curiarrach cáilíochta amach sna torthaí. Chuir drochaimsir ag tús na bliana agus arís ag druidim leis an Nollaig isteach go mór ar ghnó ar fud na tire, agus bhí tionchar aici ar bhailiúchán agus ar sheachadadh poist.

Don séú bliain as a chéile bhain An Post amach – agus sháraigh sé – na spriocanna idirnáisiúnta cáilíochta do sheachadadh post mar atá leagtha síos i dTreoracha Poist an Aontais Eorpaigh – 85% i dtrí lá mar atá tomhaiste ag Córas Tomhaiste UNEX an Chorparáid Idirnáisiúnta Poist. Bhain an chuideachta sprioc 95.5% amach ar phost idirnáisiúnta isteach agus 93% ar phost idirnáisiúnta amach.

Bronnadh an Bonn Óir Idirnáisiúnta orainn chomh maith ar son feidhmíocht ár seirbhís Poist Idirnáisiúnta Cúiréara agus ghnóthaíomar athdheimhniúchán ar an Teastas Feabhais i mBainistiú agus i bPróiseáil Litreacha Poist Idirnáisiúnta, a bronnadh den chéad uair i 2009 ar éis dianiarrachta.

Beidh An Post rannpháirteach sa phróiseas chun córas náisiúnta cód post a fhorfheidhmiú. Beidh na sonraí cruinne agus comhdhéanamh an chórais ag teacht chun solais de réir mar a théann an próiseas tairisceana ar aghaidh.

### Liobrálú an Mhargadh Poist

Cé go ndearnadh na hullmhúcháin dheireanacha do liobrálú iomlán an Mhargadh Poist i 2011, i ndáiríre bhí níos mó ná 60% de ghnó na Cuideachta oscailte d'iomaíocht iomlán le roinnt blianta. Go deimhin, tá an céatadán níos mó ná sin nuair a chuirtear na roghanna leictreonacha san áireamh.

**Tugadh tionscadail straitéiseacha éagsúla chun críche in 2010, in am le muid a ullmhú don mhéadú san iomaíocht sa mhargadh nua lánoscailte.**

Is saincheist lárnach don earnáil Poist ar fud na hEorpa é maoiniú an Oibleagáid Seirbhíse Uilíche (OSU). Mar sholáthróir ainmnithe an OSU tá An Post tiomanta do sheirbhís den chéad scoth a sholáthar dá chustaiméirí uile. Ach le fíricí laghdú an mhargaidh agus na méideanna, méadú san iomaíocht agus ionadú leictreonach, beidh an tsaincheist dhúshlánach gnó seo ina príomhthosaíocht ag An Post i rith na mblianta 2011 agus 2012.

### Seirbhísí Miondíola

D'fheidhmigh an gnó miondíola go han-láidir arís eile, le insreabhadh cistí níos mó ná riamh chuig táirgí Státchoigiltis agus Duaisbhannaí. Infheistíodh €3.1 bn eile i dtáirgí Státchoigiltis i rith na bliana 2010. Tháinig méadú réidh ar idirbhearta BillPay agus ar sheirbhísí nua airgeadais ar nós saoráidí lóisteáil airgid do chustaiméirí National Irish Bank. Tháinig méadú 4.6% ar ioncam na noifigí poist in 2010 i gcomparáid leis an bhliain roimhe sin. Le láithreacht uathúil An Post ar fhód an mhargaidh, an caidreamh lena chustaiméirí agus leis an méadú i líon na dtáirgí, tá ardán ag an Chuideachta a dhéanfaidh forbairt leanúnach ar a phunann ilghnéitheach táirgí agus seirbhísí. Leantar ar aghaidh leis an infheistíocht i bhfeabhsú saoráidí agus in oiliúint foirne le fócas nua ar an nuáil agus ar fheabhas miondíola le seirbhís níos fearr a thabhairt do riachtanais an 1.7m custaiméir a thagann chugainn gach seachtain.

Cuireadh gach oifig phoist tuaithe leis an gcóras ríomhaireachta, rud a chuireann ar chumas ár gcustaiméirí lánúsáid a bhaint as na táirgí poist, cumarsáide agus airgeadais a chuirimid ar fáil.

Rinneadh cinneadh a bhí deacair ach riachtanach nuair a tugadh Postbank chun críche ag An Post agus BNP Paribas i mí Feabhra 2010, agus comhlíonadh é faoi mhí na Nollag. Cheannaigh An Post One Direct agus PostPoint ar ais mar chuid de chomhaontú tabhairt chun críche an chomhfhiontair.

Tá fás socair marthanach ar Postfone, seirbhís fón soghluaiste An Post ó seoladh i lár na bliana, agus bhí feidhmíocht an-láidir aige sna seachtaine go dtí an Nollaig. Tugadh saoráid nua le Sterling agus Dolair a cheannach saor ó choimisiún in oifigí poist roghnaithe sa chuid dheireanach den bhliain agus táthar á leathnú amach ar fud an Líonra Miondíola faoi láthair.

Osclaíodh oifig phoist de chineál nua, an chéad cheann dá chineál in Éirinn, i Sord, Contae Bhaile Átha Cliath, i mí Dheireadh Fómhair. Is eochairionad é an t-aonad nua miondíola seo le haghaidh nuála agus tástáil táirgí. Le leagan amach plean oscailte tá limistéirí dílsithe ann do tháirgí chomh maith le córais íocaíocht airgid an-slána do chustaiméirí. Tá an-ghlacadh ag custaiméirí leis agus tháinig méadú suntasach ar an ngnó i gcomparáid leis an ionad a bhí i Sord roimhe seo. Tá sé beartaithe an dara oifig míondíola den chineál seo a oscailt sa bhliain 2011.

Leis an méadú seasta atá ar raon na seirbhísí poist, cumarsáide agus airgeadais atá ar fáil in oifigí poist tá tacaíocht á tabhairt don bhfoireann miondíola agus do chonraitheoirí le hoiliúint leanúnach i dtáirgí, i ndíolacháin miondíola agus i seirbhís do chustaiméirí. Rinneadh infheistíocht in áitribh oifigí poist agus i gcórais in-bhrainse faisnéise do chustaiméirí i bhfoirm scáileáin taispeána, teirminéil ar líne agus feabhsúcháin ghinearálta ar na hionaid.

### Cláir don Athrú

Leanadh ar aghaidh leis an dul chun cinn mór i gcláir don athrú i ngach réimse den ghnó, agus leis an gcomhoibriú dlúth leis na ceardchumainn a dhéanann ionadaíocht d'fhoireann An Post. Arís eile ba mhór an cion a rinne na cláir seo don laghdú iomlán i gcostaisí. Is gnéithe ríthábhachtacha dár n-iarracht chun seirbhís den scoth a sholáthar don chustaiméir an feabhsú ar sholúbtacht, ar éifeachtúlacht agus ar chostéifeachtacht. Cinnteoidh rath sna rémsí seo cobhsaíocht airgeadais agus cuirfidh sé ar ár gcumas dul san iomaíocht agus gnó a bhuachaint i margadh ina bhfuil an iomaíocht ag éirí níos géire i gcónaí.

Ó tharla gurb ionann an saothar agus 70% dár gcostais tá sé riachtanach dúinn sábháil a dhéanamh sa réimse seo. Baineadh amach laghdú foirne cothrom le 331 Coibhéis Lánaimseartha (CLA), tar éis laghdú 402 a dhéanamh an bhliain roimhe seo. Mar chuid den straitéis chun deileáil le meath an ioncam poist tá sé beartaithe againn uimhreacha CLA a laghdú de 1,975 idir 2010 agus 2015.

## I rith na bliana 2010, infheistíodh caiteachas Caipitil de €47m, a bhí maonithe go hiomlán as acmhainní An Post féin, i saoráidí agus trealamh.

### Caiteachas Caipitil

Tá suiteáil línte nua uathoibríocha próiseála in Ionaid Poist Bhaile Átha Cliath agus Phort Laoise ar bun anois. Méadóidh an togra seo an cumas próiseála do bheartáin bheaga agus do phaicéidí – dhá réimse tábhachtach fáis don Chuideachta. Beifear in ann tuilleadh feabhais a chur ar cháilíocht na seirbhise leis an infheistíocht seo chomh maith agus oibriúcháin phróiseála agus seachadta níos éifeachtúla a sholáthar.

### Branda An Post

Leanadh ar aghaidh leis an infheistíocht straitéiseach i mbranda An Post i rith na bliana 2010 le seasamh uathúil na Cuideachta a threisiú.

Rinne muid fógraí nua corparáide a choimisiúnú chomh maith le hurraíochtaí gnó agus pobalbhunaithe, go háirithe i réimse Litearthachta na nAosach, sa Rothaíocht agus i Sacar don Aos Óg. Eagraítear a lán de na tograí seo, lena n-áirítear Sraith Rothaíochta An Post agus Rás An Post 2011, a fógraíodh le déanaí, i bpáirt le gnólachtaí áitiúla, agus tugann siad deiseanna turasóireachta agus soláthar seirbhísí suntasacha leo chuig bailte agus sráidbhailte ar fud na tíre.

Fuair tiománaithe An Post, ar fud an líonra, oiliúint in ardscileanna tiomána a chuir feabhas ar éifeachtúlacht costais i gcomhar leis an gclár athsholáthar flíte, a laghdóidh ár n-astuithe carbóin agus a chuirfidh tuilleadh feabhais ar éifeachtúlachtaí. Rinneadh éide nua-aimseartha a dhearadh, a thástáil agus a thabhairt isteach do gach ball den bhfoireann bailiú agus seachadadh poist.

### Fochuideachtaí

Cé gurb í an rannóg poist an pháirt is mó ar fad de ghnó An Post, mhéadaigh fochuideachtaí na Cuideachta a dtionchar dearfach ar bhrabús le linn na bliana 2010. Mhéadaidh an t-ioncam a ghin na cuideachtaí seo ó €46m go €67m.

### Méadú i Rannpháirtíocht na Foirne agus sa bhFócas ar an gCustaiméir

Tá an-chuid ama agus acmhainní á n-infheistiú againn i rannpháirtíocht na foirne le ceithre bliana anuas agus tá tionchar na hiarrachta seo le feiceáil anois ar fud ár n-oibríochtaí. Ghlac beagnach gach ball den bhfoireann páirt i gceardlanna a dearadh chun comhthuiscint agus tiomantas i leith ár misean, ár bhfís, ár luachanna agus ár n-iompraíocht a thógáil. Tá glactha ag an bhfoireann leis an gcur chuige seo le bród agus le fonn. Tá feabhas ar an rannpháirtíocht anois agus tá sruthanna nua cumarsáide ann agus tá ár bhfoireann agus a gcuid ionadaithe láneolach ar ionchais na gcustaiméirí, ar na dúshláin gnó agus ar na deiseanna tráchtála atá ann don Chuideachta.

Tá feabhas seasta ag teacht ar leibhéil freastail i ngach limistéar den Chuideachta le trí bliana anuas agus tá gnáthleibhéil an tionscail bainte amach anois. Bhí an tiomantas leanúnach i leith na hoiliúna agus na forbartha soiléir in 2010 leis níos mó ball den bhfoireann ná riamh páirteach i gcláir oiriúnaithe fhorbairt bainistíochta.

### Ag Pleanáil don Todhchaí

D'éirigh linn feabhas a chur ar gach ceann de phríomhghnéithe ár ngnó i 2010 – cáilíocht na seirbhíse, srianadh costais agus leathnú an bhonn ioncaim. Ní mór dúinn leanúint ar aghaidh le bunathrú na Cuideachta agus díriú ag an am céanna ar a bheith inár soláthróir seirbhíse de cháilíocht ard agus de chostas íseal. Ní mór dúinn an fócas ar ár gcustaiméirí a choinneáil agus a bhreisiú agus a chinntiú go mbeimid in ann táirgí agus seirbhisí nuálacha a fhorbairt. Ní mór dúinn an Chuideachta, a cuid struchtúr agus a cuid acmhainní a chur in oiriúint don réaltacht gnó atá ann dúinn. Táimid ag breathnú romhainn ar mhargadh liobrálaithe post le dóchas agus le muinín láidir inár gcumas seachadadh a dhéanamh ar gach leibhéal. Mar mheán teagmhála ríthábhachtach do gach gné den saol agus den ghnó in Éirinn, agus mar mhórfhostóir ar fud an Stáit agus mar cheannaitheoir suntasach earraí agus seirbhísí, is féidir brath ar An Post páirt iomlán ghníomhach a ghlacadh sa phlean téarnaimh náisiúnta.

**Donal Connell**
Phríomhfheidhmeannaigh

## Buaicphointí Airgeadais

### Láimhdeachas




2010 2009

### Caillteanas don bhliain airgeadais




2010 2009

### Brabús Oibriúcháin




2010 2009

### Brabús Oibriúcháin mar as % de láimhdeachas




2010 2009

## Anailís ar Láimhdeachas

- Post
- Oifigí Poist
- Seirbhísí eile
- Ioncam Úis




## Láimhdeachas €m




## Anailís ar chostais oibriúcháin

- Costais Foirne
- Costais Máistrí Poist
- Dáiliúchán
- Cóiríocht
- Oibriúchán
- Riarachán
- Dímheas agus amúchadh cáilmheasa




## Brabús Oibriúcháin €m



### 1. Donal Connell, C.Eng., F.I.E.I., B.E.
### Príomhfheidhmeannach.

Ceapadh an tUasal Connell ina Phríomhfheidhmeannach ar an 14 Lúnasa 2006. Chuir sé tús lena ghairm sa Roinn Poist agus Teileagrafa agus bhí poist shinsireacha bainistíochta aige le Unitrode Ireland, 3Com Ireland agus Maxtor Ireland mar a raibh sé ina Bhainisteoir Ginearálta roimh dhul isteach in An Post. Is stiúrthóir neamhfheidhmeanach é ar Bhord Eorpach Xilinx Corporation agus tá sé ina Chathaoirleach ar Chuideachta Crannchur Náisiúnta An Post.

### 2. John Daly, A.C.M.A., M.Sc.(Mgmt.)
### Bainisteoir Oibríchtaí Miondíola.

Ba i mí na Nollag 1988 a chuaigh an tUasal Daly leis An Post tar éis dó a bheith ina chuntasóir bainistíochta in FÁS. Sa tréimhse luath dá ghairm leis An Post bhí sé ag obair sa roinn Airgeadais mar chuntasóir bainistíochta. Bhí poist éagsúla airgeadais agus bainistíochta aige ansin sa roinn Miondíola sular ceapadh é ina phost reatha i mí Dheireadh Fómhair 2006. Tá sé ina Chathaoirleach ar Chuideachta Duaisbhannaí An Post Teoranta.

### 3. Jack Dempsey, B.Comm., M.B.A., M.P.A.
### Rúnaí na Cuideachta.

Tháinig an tUasal Dempsey isteach in Oifig an Phoist sa bhliain 1968 mar Oifigeach Feidhmiúcháin sa Roinn Poist agus Teileagrafa. Le linn a shaol oibre tá taithí leitheadach faighte aige i ngach gné d'oibriúcháin poist agus de ghníomhaíochtaí tráchtála, idir náisiúnta agus idirnáisiúnta, agus bhí postanna sinsearacha éagsúla aige ar fud na Cuideachta. Ceapadh é mar Rúnaí na Cuideachta i mí Mhárta 2011.

### 4. Peter Gallagher, B.Sc., M.B.A., M.Inst.D
### Stiúrthóir Straitéise agus Feabhas Gnó.

Tháinig an tUasal Gallagher isteach in An Post i mí Aibreáin 2007 mar Cheann Straitéise agus Feabhas Gnó. Sular tháinig sé isteach in An Post, bhí sé ina Chomhpháirtí i gCleachtas Claochlú Gnó Domhanda an PA Consulting Group mar a raibh sé i gceannas ar chláir mhóra claochlaithe agus feabhsú oibriúcháin do chliantaí sna hearnálacha poiblí agus príobháideacha. Fuair sé taithí roimhe seo chomh maith mar Stiúrthóir Straitéise le KPMG Consulting agus mar Bhainisteoir Oibriúcháin Gnó (RA agus Éire) le Dell Computer Corporation.

### 5. Pat Knight, M.Sc.(Mgmt.), F.C.I.P.D.
### Stiúrthóir Acmhainní Daonna.

Tháinig an tUasal Knight isteach in An Post i mí Mhárta 2004 mar Stiúrthóir Acmhainní Daonna. Roimhe sin, bhí sé ina Bhainisteoir Ginearálta i Waterford Chrystal, mar a raibh sé ón mbliain 1986 agus postanna sinsearacha AD aige, in Éirinn agus sa Ríocht Aontaithe. Bhí taithí aige roimhe sin mar Oifigeach Pearsanra le Bord na Móna cpt. Tá sé ina iontaobhaí ar Scéimeanna Aoisliúntais An Post.

### 6. Brian McCormick, B.E.(Mech.),
### Stiúrthóir Seirbhísí.

Ba i mí Bhealtaine 2002 a tháinig an tUasal McCormick isteach in An Post mar Stiúrthóir Straitéise agus ceapadh é ina phost reatha mar Stiúrthóir Seirbhísí i mí Dheireadh Fómhair 2003. Bhí taithí aige roimhe sin le CRH plc agus Merrion Corporate Finance mar a raibh sé ina Stiúrthóir. Tá sé ina iontaobhaí ar Scéimeanna Aoisliúntais An Post.

### 7. Liam O'Sullivan
### Stiúrthóir Oibriúcháin Poist.

Tháinig an tUasal O'Sullivan isteach in An Post sa bhliain 1985. Le linn a ghairme, tá taithí leitheadach faighte aige i réimse iomlán gnó na Cuideachta. Bhí postanna éagsúla sinsearacha aige sa Chuideachta, lena n-áirítear tréimhsí mar Stiúrthóir Próiseála Poist agus Stiúrthóir na gClár agus na nOibriúchán Athraithe Bailiúchán agus Seachadta. Ghlac sé lena phost reatha i mí Aibreáin 2009.

### 8. Peter Quinn, B.Comm., F.C.A., M.B.A.
### Príomhoifigeach Airgeadais.

Ba i mí Lúnasa 2004 a tháinig an tUasal Quinn go dtí An Post tar éis dó a bheith i bpostanna shinsearacha le PJ Carroll and Company plc agus Monaghan Mushrooms Limited. Go luath ina shaol gairmiúil fuair sé oiliúint mar chuntasóir cairte agus bhí sé i gcleachtas le KPMG.

### 9. Liam Sheehan
### Stiúrthóir Díolacháin agus Margaíochta.

Tháinig an tUasal Sheehan chuig An Post sa bhliain 2000 mar Bhainisteoir Ginearálta Díolacháin agus Margaíochta agus ceapadh ina Stiúrthóir Díolacháin agus Margaíochta é i mí Dheireadh Fómhair 2006. Tá taithí leitheadach aige in earnáil mearghluaiseachta earraí tomhaltóra na hÉireann agus i gcruthú brandaí, i mbainistiú cainéil agus i straitéis díolacháin. Bhí postanna sinsearacha aige roimhe seo le Proctor & Gamble agus Guinness agus bhí sé ina Stiúrthóir Tráchtála Erin Foods. Tá sé ina Stiúrthóir ar an gCuideachta Duaisbhannaí Teoranta agus ar Chumann na Margaíochta Dírí.

### 10. Barney Whelan, B.Sc., M.B.A., F.P.R.I.I.
### Stiúrthóir Cumarsáide agus Gnóthaí Corparáideacha.

Tháinig an tUasal Whelan isteach in An Post i mí Eanáir 2005. Tar éis blianta fada a chaitheamh sa tionscal feirmeoireachta uisce, bhí sé freagrach as caidreamh poiblí agus cumarsáid bhranda sa BSL. Ina dhiaidh sin bhí post aige mar Stiúrthóir, Díolacháin agus Margaíocht sa Bhord um Chur chun Cinn Sábháilteachta Bia. Ceapadh é ina phost reatha i mí Dheireadh Fómhair 2006.

## Seachadadh agus Feidhmíocht

Thug An Post go rathúil faoi go leor de na saincheisteanna lárnacha a bhaineann leis an iomaíochas trí cháilíocht a fheabhsú agus costais a laghdú.

Forléargas Airgeadais

**Mhéadaigh an brabús oibriúcháin go €5.8m don bhliain, feabhsú ó €5.7m an bhliain roimhe sin. i bhfianaise cúinsí na heacnamaíochta intíre, is sásúil an rud é gur érigh linn brabús oibriúcháin a bhaint amach. Tá rath ar iarrachtaí leanúnacha na Cuideachta lena bhonn costais a laghdú agus freagairt do na hathruithe i dtimpeallacht an mhargaidh.**

# Athbhreithniú Airgeadais

| | 2010 | 2009 |
|---|---|---|
| Láimhdeachas (gan scair de láimhdeachas comhfhiontair san áireamh) €m | 805.1 | 804.2 |
| Brabús Oibriúcháin €m | 5.8 | 5.7 |
| Corrlach Brabúis Oibriúcháin | 0.7% | 0.7% |
| Glansócmhainní gan dliteanas pinsean san áireamh €m | 323.9 | 355.6 |
| Ráta reatha Cóibhéis Lánaimseartha (CLA) deireadh bliana na Cuideachta | 9,624 | 9,955 |

### Láimhdeachas

Bhí an láimhdeachas €805.1m díreach níos mó ná láimhdeachas na bliana roimhe seo. Is toradh an-sásúil ar fad é seo. Bhí rath tráchtála ar an iarracht chun sruthanna ioncaim malartacha a ghiniúint mar chúiteamh ar an meath sa phost traidisiúnta.

Chuir ioncam poist €552.4m leis an láimhdeachas, laghdú €13.3m, 2.3% ón mbliain roimhe seo. Tá baint ag an ngluaiseacht seo le líon na n-athraitheach, bunaithe go príomha ar fheidhmíocht eacnamaíoch an ghealleagair intíre, líon na dtithe a críochnaíodh agus an caiteachas ginearálta. Chomh maith leis sin tá tionchar níos mó ag ionadú leictreonach ar mhéideanna poist.

D'fhás ioncam oifig an phoist i rith na bliana mar gheall ar an méadú leanúnach substaintiúil a bhí ar ghníomhaíocht sna seirbhísí airgeadais. Tháinig méadú €3.1 billiún ar luach na dtáirgí Státchoigiltis. Mhéadaigh idirbhearta eile a rinneadh in oifigí poist thar ceann cliantaí ar nós GBCN, na Roinne Coimirce Sóisialaí, AIB, Western Union, na cuideachtaí fóntais agus eile, de €7.5m, (4.6%) i rith na bliana, ó €163.9m go €171.4m.

Chuir an Chuideachta sruthanna nua ioncaim lena ghnó i rith na bliana agus baineadh amach fás i dtáirgí árachais agus teileachumarsáide.

### Costais Oibriúcháin

Bhí costais oibriúcháin €799.3m ag an nGrúpa i gcomparáid le €798.5m an bhliain roimhe seo. Rinneadh laghdú de €26m, (3.5%) ar chroíchostais oibriúcháin Chuideachta An Post, go €740.4m i rith na bliana. Is laghdú an-suntasach é seo ar chostais.

Laghdaíodh pá agus tuarastail ó €436.5m inn 2009 go €422.8m in 2010. Baineann an laghdú seo amach tríd an líon CLA a bhí fostaithe sa Chuideachta a ísliú. Bhí laghdú 331 déanta ar an gcroí-umhir CLA a bhí ag teastáil chun an Chuideachta a oibriú faoi mhí na Nollag, 2010. Leagann sé seo an bonn chun costais shuntasacha a dhéanamh amach anseo.

### Sócmhainní Seasta Inláimhsithe

Rinneadh caiteachas €47m i rith na bliana, rud a léiríonn an caiteachas suntasach ar fhoirgnimh, trealamh agus an fhlít iompair. Ní dhearnadh aon diúscairt shuntasach ar shócmhainní i rith na bliana. Tá pleananna infheistíochta caipitil eile ann le haghaidh 2011/12, lena n-áirítear infheistíocht sa chéad ghlúin eile de threalamh sortála poist a chuirfidh ar ár gcumas níos mó sortála a dhéanamh ar an bpost go leibhéal bealaí seachadta.

Rinneadh infheistíocht €14.6m ar éadáil gníomhaíochtaí nua gnó, is iad sin, an bróicéir árachais, One Direct (Ireland) Limited, agus an chuideachta seirbhís idirbhearta agus íocaíochtaí leictreonacha, PostPoint Services Limited.

**Beartas Cisteáin agus Acmhainní Airgid Tirim**

**Cuireann seasamh láidir an chlár comhardaithe ar chumas na Cuideachta pleanáil a dhéanamh le haghaidh infheistíochta i gcaiteachas caipitil agus i bhforfheidhmiú an chláir don athrú mar a leagfar síos an dubhshraith chun oibriúcháin poist den chéad scoth a sholáthar sa todhchaí.**

Is é cuspóir príomhúil an fheidhm chisteáin a chinntiú go mbíonn cistí ar fáil le haghaidh gníomhaíochta trádála chomh maith le barrfheabhas a chur ar an toradh as acmhainní airgid atá ar fáil ag an am céanna. Feidhmíonn feidhm chisteáin an Ghrúpa faoi bheartas atá faofa ag an mBord agus a athbhreithnítear go rialta i rith na bliana.

**Scéimeanna Pinsin**

Tuairiscítear scéimeanna pinsin sa Ghrúpa faoi FRS 17 a léiríonn easnamh cuntasaíochta de €368.5m i gcomparáid le €403.3m in 2009. Tháinig téarnamh ar luach na sócmhainní sa scéim in 2010 tar éis feidhmíocht mhíshásúil 2008/9 sna margaí airgeadais. Ag deireadh na bliana 2010, bhí €1.8 billiún i sócmhainní ag na scéimeanna pinsin, méadú de €0.2 billiún ar mhí na Nollag 2009.

Mar atá le formhór na scéimeanna pinsin le sochar sainithe, éilítear ar scéim sochar sainithe An Post na hÍoschaighdeáin Maoinithe atá leagtha síos ag an mBord Pinsean a shású. Tá plé ag dul ar aghaidh leis na páirtithe leasmhara d'fhonn plean comhaontaithe maoinithe a fhoirmliú le dul i ngleic le riachtanais na Íoschaighdeáin Maoinithe.

**Clár Comhardaithe**

Léiríonn Clár Comhardaithe an Ghrúpa sócmhainní seasta de €279.3m, iarshuimeanna airgid de €198.1m agus glanseasamh sócmhainní de €323.9m roimh dliteanais pinsin. Cuireann sé seo bonn socair airgeadais ar bun le straitéis an Ghrúpa a chur i bhfeidhm.

**Ionchas Eacnamaíoch**

Bhí timpeallacht an-diúltach ann d'oibritheoir náisiúnta poist in 2010. Chuaigh an Chuideachta i dtaithí ar na cúinsí a bhí ann agus d'éirigh linn brabús a dhéanamh. Tá tionchar an-dearfa ag na gníomhartha le costais a laghdú agus tuilleadh feabhais a chur ar éifeachtúlacht. Le leathnú na sruthanna ioncaim agus táirgí agus seirbhísí nua tá an Grúpa in ann deileáil leis an meath sa phost traidisiúnta.

**Faoi Rialacháin na gComhphobal Eorpacha (Seirbhísí Poist), 2002, I.R. 616 de 2002 ('na Rialacháin') agus faoi threoracha atá eisithe ag an gCoimisiún um Rialacháin Chumarsáide (ComReg), éilítear ar An Post faisnéis maidir le Seirbhís Uilíoch a fhoilsiú ina thuarascáil bhliantúil.**

# Seirbhís Uilíoch

**Riachtanais an OSU (Oibleagáid Seirbhíse Uilíche)**
Faoi Rialachán 4 (2) (a) de na Rialacháin, ainmíntear An Post mar sholáthraí oibleagáid seirbhíse uilíche agus é mar oibleagáid air seirbhís uilíoch poist a sholáthar.

Faoi Rialúchán 4 (3) (a) ráthóidh soláthróir seirbhíse uilíche na nithe seo a leanas mar íosmhéid, ar gach lá oibre agus 5 lá sa tseachtain ar a laghad, seachas i ndálaí nó i gcúinsí tíreolaíocha a mheastar a bheith eisceachtúil ag ComReg:

i. imréiteach amháin, agus
ii. seachadadh amháin chuig baile nó áitreabh gach duine nádúrtha nó dlíthiúil, nó de mhaolú, faoi dhálaí atá faoi dhiscréid ComReg, seachadadh amháin chuig suiteáil chuí.

Faoi Rialúchán 4 (4), beidh na híos-saoráidí seo a leanas áirithe sa tseirbhís uilíoch:

a. imréiteach, sortáil, iompar agus dáileadh míreanna poist suas go 2 kg;
b. imréiteach, sortáil, iompar agus dáileadh beartáin phoist suas go 20 kg;
c. seirbhísí le haghaidh míreanna cláraithe;
d. seirbhísí le haghaidh míreanna faoi árachas laistigh den Stát agus chuig agus ó gach tír, ar sínitheoirí iad do Choinbhinsiún an Aontas Uilíoch Poist, a dhearbhaíonn go bhfuil siad toilteanach na míreanna sin a ligint isteach ar bhonn cómhalartach nó in aon treo amháin.

Faoi Rialúchán 4 (6) clúdóidh na seirbhísí uilíocha seirbhísí náisiúnta agus trasteorann araon.

Faoi Rialúchán 5, sásóidh soláthróir seirbhíse uilíche na riachtanais seo a leanas maidir le seirbhís uilíoch a sholáthar:

a. ráthóidh an tseirbhís go gcomhlíonfar na riachtanais bhunúsacha;
b. tairgeofar seirbhís chomhionnan d'úsáideoirí faoi dhálaí inchomparáide;
c. cuirfear an tseirbhís gan aon chineál idirdhealaithe, go háirithe gan idirdhealú a eascraíonn as cúinsí polaitiúla, reiligiúin nó ideolaíochta;
d. ní bhrisfear ná nó stopfar an tseirbhís ach amháin i gcásanna force majeure; agus
e. tiocfaidh éabhlóid ar an tseirbhís mar fhreagairt don timpeallacht theicniúil, eacnamaíoch agus shóisialta agus do riachtanais na n-úsáideoirí.

Faoi Rialúchán 8, forchoimeádadh seirbhísí áirithe do An Post (go dtí an 31 Nollaig, 2010) mar sholáthróir seirbhíse uilíche, is iad sin, réiteach, sortáil, iompar agus seachadadh míreanna comhfhreagrais intíre, comhfhreagras trasteorann isteach agus post díreach, le seachadadh brostaithe nó gan é, laistigh de na teorannacha meáchain agus praghais seo a leanas (ón 1 Eanáir, 2006)

i. 50 gram an teorainn meáchain a bheidh ann
ii. níl feidhm leis na teorannacha meáchain seo má tá an praghas cothrom le nó níos má ná dhá oiread go leith chomh mór leis an muirear poiblí do mhír comhfhreagais sa chéad chéim meáchain den earnáil is tapúla (.i. €1.375).

Forchoimeádtar an tseirbhís phoist in aisce do dhaoine dalla agus caocha do An Post chomh maith.

Faoi Threoir 2008.EC baineadh an Réimse Forchoimeádta ón 31 Nollaig, 2010.

### Rochtain Ar Sheirbhísí Uilíocha

Cuireann An Post a chuid seirbhísí ar fáil trína líonra de 57 oifig phost, 1,107 oifig phoist faoi mháistrí post agus 185 gníomhaire poist. Chomh maith leis sin, tá ceadúnas chun stampaí poist a dhíol ag 2,542 áitreabh miondíola mar ghníomhairí ceadúnaithe gníomhacha. Le rochtain fhisiciúil ar an tseirbhís a áisiú, tá timpeall 5,000 bosca poist scaipthe ar fud an Stáit. Tá 43 pointe ainmnithe ann chun glacadh le seirbhísí poist i mbulc.

### Táillí

Tá achoimre anseo thíos de phraghsanna reatha na seirbhísí caighdeánacha. Ba i mí Mhárta, 2007 a rinneadh athrú go deireanach ar na táillí 55c agu 95c.

| Éire & TÉ | Litreacha (suas go C5) | Clúdaigh Mhóra (<100g) | Pacáistí (<100g) | Beartáin (<0.5kg) |
|---|---|---|---|---|
| Post Caighdeánach <100g | 55c<br>54c le Ceadúnas nó méadar | 95c | €2.20 | €6.50 |
| Post Cláraithe* | €5.25 | €5.25 | €5.25 | €10.50 |

**Clúdaíonn an táille atá iníoctha ar son clúdaigh bhunúsacha cláraithe cúiteamh suas go uasmhéid de €320. Tá cúiteamh breie suas le teorainn de €1,500 ar fáil ar €4 agus suas le teorainn €2,000 ar €5, bunaithe ar an luach a luaitear ag am na postála.*

| Seolta Scríbe Idirnáisiúnta | Litreacha (suas go C5 100g) | Clúdaigh Mhóra (<100g) | Pacáistí (<100g) | Beartáin (<0.5kg) |
|---|---|---|---|---|
| Post Caighdeánach | 82c | €1.50 | €2.70 | An Bhreatain<br>€18.25<br>An Eoraip<br>€22.00<br>An chuid eile den Domhan<br>€22.00 |
| Post Cláraithe* | €5.17 | €5.85 | €7.05 | An Bhreatain<br>€23.00<br>An Eoraip<br>€27.00<br>An chuid eile den Domhan<br>€27.00 |

** Braitheann soláthar na seirbhíse ar an riarachán poist sa spriocthír. Cúiteamh suas le €320 sa RA; €150 san Eoraip; €100 le haghaidh beartán agus €35 le haghaidh litreacha lasmuigh den Eoraip.*

## Caighdeán na Seirbhíse

**Idirnáisiúnta**

Shocraigh an Coimisiún Eorpach an caighdeán feabhas feidhmíochta do sheachadadh poist trasteorann sa Chomhphobal agus aistríodh go dlí na hÉireann é faoi Rialúchán 12 (2) de na Rialúcháin agus a Sceideal. Is mar seo a leanas atá an caighdeán feabhais do mhíreanna poist den earnáil chaighdeánach is tapúla:

D+3: 85% de mhíreanna; D+5: 97% de mhíreanna, nuair a thagraíonn D don lá postála.

**Intíre**

Éilíonn na Rialúcháin ar ComReg caighdeán feabhas seirbhíse a shocrú don tseirbhís uilíoch agus ní mór don chaighdeán a shocraítear a bheith comhoiriúnach le caighdeán na seirbhísí trasteorann sa Chomhphobal. Tá sprioc cáilíocht seirbhíse leagtha amach ag ComReg le haghaidh post tosaíochta aonair intíre mar seo a leanas:

D+1: 94% D+3: 99.5%, nuair a thagraíonn D don lá postála.

**Monatóireacht ar Chaighdeán**

Déanann Research International monatóireacht ar fheidhmíocht de réir spriocanna idirnáisiúnta thar ceann na Corparáide Idirnáisiúnta Poist. Déanann IPSOS MRBI monatóireacht ar chaighdeán na seirbhíse baile thar ceann ComReg. Tá sonraí na dtorthaí is déanaí ar fáil ó shuíomh idirlín ComReg www.askcomreg.ie nó ónár suíomh idirlín féin www.anpost.ie, agus tá an fheidhmíocht intíre le fáil freisin ar shuíomh idirlín Comreg www.askcomreg.ie.

## Gearáin Chustaiméirí

Éilítear ar An Post taifead a choinneáil faoi ghearáin chustaiméirí le haird ar an gcaighdeán ábhartha Eorpach IS: EN 14012:2003. Maidir le post, déanann an tábla miondealú ar na gearáin scríofa a fuarthas ó chustaiméirí i rith na bliana 2009. Is cuid an-bheag den trácht iomlán poist a láimhseáladh i rith na bliana an líon atá luaite sa tábla. Áirítear sa bhfigiúir iomlán gearáin faoi mhíreanna cláraithe, ar 8,956 a líon.

In 2010, rinneadh 446,682 glaoch teileafóin ar Sheirbhísí Custaiméirí An Post. Glaonna gnáthaimh nó fiosruithe ginearálta ba ea a bhformhór seachas gearáin.

**In 2010, rinneadh línte teileafóin an Aonad Seachadta a lárnú san Ionad Seirbhísí Custaiméirí le seirbhís níos caighdeánaithe agus níos comhordaithe a chinntiú dár gcustaiméirí.**

Tugtar sonraí faoi Nósanna Imeachta Gearáin agus Réiteach Aighnis An Post sa leabhrán "Ag Réiteach na Faidhbe" atá ar fáil ar ár suíomh idirlín, in ionaid mhiondíola, agus ón Ionad Seirbhísí Custaiméara. D'fhoilsíomar ár gCairt Custaiméirí i rith na bliana, mar ar tugadh gealltanais shonracha do chustaiméirí maidir lenár seirbhísí.

| **Gearáin scríofa a fuarthas ó chustaiméirí:** | |
|---|---|
| Míreanna caillte nó faoi mhoilliú mór | 17,880 |
| Míreanna a ndearnadh dochar dóibh | 853 |
| Míreanna a tháinig go déanach | 1,087 |
| Bailiú nó seachadadh poist: | |
| Am seachadta | 460 |
| Teip ó thaobh seachadadh laethúil a dhéanamh ar theach nó ar áitreabh | 211 |
| Teipeanna ó thaobh amanna bailithe | 1 |
| Mísheachadadh | 444 |
| Rochtain ar fhaisnéis seirbhísí custaiméara | 9 |
| Gearríoc poist | 78 |
| Athrú seoladh (Atreorú) | 1,471 |
| Iompar agus cumas phearsanra poist | 34 |
| Eile (nach bhfuil áirithe thuas) | 3,845 |
| **Iomlán** | **26,373** |

**Faisnéis Bhreise**

Tá breis faisnéise maidir leis na seirbhísí a sholáthraíonn An Post ar fáil ach glaoch ar Seirbhísí Custaiméara An Post ar líne Ghlao Sábhála 1850 57 58 59, ar ríomhphost ag customer.services@ anpost.ie, ag an suíomh idirlín www.anpost.ie, nó trí ghlaoch isteach i d'oifig poist áitiúil.

## Teicneolaíocht agus Nuáil

Léiríonn feabhsúchán leanúnach na seirbhísí go dtí seo go bhfuil an fócas ar an gcustaiméir agus an tiomantas i leith méadú a dheanamh ar an nuáil agus ar an solúbthacht ar fáil i ngach cuid de An Post.

Tugann 1.7 milliún custaiméir cuairt ar ár 1,164 oifig phoist gach seachtain. Déanaimid 2.5 milliún mír poist a sheachadadh gach lá go 2.1 milliún seoladh gnó agus cónaithe. Le scála ár ngníomhaíochta, cibé acu trínár seirbhísí poist nó ár líonraí miondíola, cruthaítear deiseanna chun tionchar dearfa a imirt ar an eacnamacht, ar an gcomhshaol agus ar an tsochaí go ginearálta.

# Inmharthanacht in An Post

Rinne muid dul chun cinn láidir i rith na bliana 2010; leantar ar aghaidh la bainistiú na hinmharthanachta mar cheann de líon beag tionscadal straitéiseacha laistigh den Chuideachta. Rinneadh forbairt ar struchtúr rialaithe atá téagartha agus oiriúnach, agus ar Bheartas foirmiúil Fuinnimh agus Carbóin. D'infheistíomar cuid mhór acmhainní i bhforbairt leanúnach ghairmiúil a dhéanamh ar an mbainistíocht agus ar an bhfoireann. Thosnaíomar roinnt tograí chomh maith a bhaineann le sláinte. Chuireamar tús freisin le dhá chlár nua rannpháirtíocht foirne, a bhfuil luachái dhian déanta orthu ó shin. Sa dá chás bhí feabhas ar an tseirbhís dá mbarr.

Táimid ag díriú i gcónaí ar fhíorchuid dár straitéis gnó a dhéanamh den Inmharthanacht. Le sin a bhaint amach b'éigean don Chuideachta na nithe seo a leanas a chur i bhfeidhm:

- Measúnú cainníoch agus spriocanna nasctha chun carbón agus fuinneamh a laghdú.
- Tograí éagsúla comhshaoil atá deartha le haschur carbóin agus úsáid fuinnimh a laghdú, agus táimid ag obair i dtreo laghdú 20% a bhaint amach i astuithe carbóin faoin mbliain 2020.
- Spriocanna/méadracht aonair i measúnuithe feidhmíocht bainisteoití sinsir.
- Measúnú cáilíoch ar ár bpróisis inmheánacha tuairisceoireachta agus ar ár struchtúir rialála lena n-áirítear Bord Tionscadail ag leibhéal Feidhmeannach a chuireann áis ar fáil do chinnteoireacht tras-stiúrthóireachta ag leibhéal bainisteora agus stiúrthóra.
- Comhoibriú le gníomhaireachtaí rialtais agus le soláthróirí fuinnimh ar nós Gníomhaireacht Fuinnimh Inmharthanach na hÉireann agus lenár soláthróir leictreachais.

Táimid ag obair go leanúnach leis an gCorparáid Idirnáisiúnta Poist (IPC) le tagarmharcáil a dhéanamh ar oibríochtaí An Post le 20 seirbhís poist eile ar fud an domhain; faoin bpróiseas tagarmharcála seo tá ár seasamh ardaithe sé chéim againn le dhá bhliain anuas. Tacaíonn an próiseas seo leis na feabhsúcháin i socrú spriocanna, i dtomhais agus i ndeimhniúchán bainistíochta agus straitéise atá déanta againn.

### Bainistiú fuinnimh

**Tá Beartas foirmiúil Carbóin agus Fuinnimh againn anois atá ina threoir againn chun úsáid fuinnimh agus astuithe carbóin a laghdú.**

Cinntíonn an cur chuige seo rochtain mharthanach ar acmhainní ilghnéitheacha fuinnimh, ar mhaithe le cur le cuspóirí gnó agus le clú na heagraíochta. Leagtar amach sa Bheartas na bealaí ina ndéanfaidh An Post bainistiú ar ídiú fuinnimh, ar astuithe ó fhoirgnimh, ó iompar agus ó oibríochtaí. Go bunúsach spreagtar forbairt agus forfheidhmiú cleachtas freagrach gnó leis an mbeartas seo.

Beidh an Chuideachta tiomanta dá réir do spriocanna ar leith agus áiseoidh sé córas bainistíochta a mbeidh sé d'aidhm aige fuinneamh agus astuithe a chomhtháthú inár gcinnteoireacht agus inár bpróisis athbhreithnithe.

## Úsáid Fuinnimh

Teas agus solas inár saoráidí agus úsáid bhreosla inár bhflít iompair is mó is cúis le húsáid fuinnimh sa Chuideachta.

In 2010, d'ídigh An Post 125MWh fuinnimh, comhdhéanta de:

- 21.6MWh leictreachais
- 103.4MWh breoslaí iontaise

In 2010 thug An Post faoi raon tograí chun feidhmíocht fuinnimh a fheabhsáu, lena n-áirítear:

- Uasghrádú ar an soilsiú i roinnt dár n-oifigí brath gluaiseachta agus solais, le sábháil bhliantúil 0.8MWh.
- Feabhsúcháin ar na rialtáin teasa in Ard-Oifig an Phoist, le sábháil bhliantúil de 0.4MWh.
- Clár bainistiú fuinnimh in Ionad Poist Chorcaí. Rinneadh feabhsúcháin ar an gCóras Bainistiú Foirgnimh (BMS), cuireadh soilsiú Patine in áit an soilsiú SON agus rinneadh uasghrádú ar na coirí gáis, le sábháil bhliantúil de 0.2MWh.
- Cuireadh próiseas soláthair i gcrích le feithiclí le foinsí malartacha fuinnimh a fháil.
- Cuireadh clár bainistiú tiománaithe i bhfeidhm. Leis seo chuaigh gach tiománaí faoi mhionteagasc i gcothabháil ghinearálta agus i gcothabháil a gcuid feithiclí.
- Cuireadh clár measúnú agus oiliúint tiománaithe i bhfeidhm chomh maith. Sa bhliain 2010, rinneadh measúnú agus oiliúint ar 1000 tiománaí go híoschaighdeán ardscileanna tiomána. Leis seo agus le bearta eile d'fhonn fuinneamh a shábháil sa bhflít, rinneadh sábháil 5% i dtomhaltas breosla.

## Gníomhartha atá beartaithe le haghaidh 2011

Le linn 2011 agus ina dhiaidh sin, tá sé ar intinn ag An Post tuilleadh feabhais a chur ar fheidhmíocht fuinnimh trí thabhairt faoi na tograí seo a leanas:

- Deimhniúchán ISO 16001 a bhaint amach le sábháil 4MWh sa bhliain measta.
- Déanfar infheistiú in uasghrádú soilse i naoi n-oifig eile agus sábhálfar timpeall 0.5MWh sa bhliain dá bharr.
- Feabhsúcháin fuinnimh a bheith mar chuid dár gclár leanúnach athchóiriú foirgneamh nuair atá sin praiticiúil, ag úsáid:
  - Fuinneamh gréine
  - Uisce liath
  - Córais teasa Gáis/LPG (Gás Peitriliam Leachtach)
  - Soilsiú le Brath Gluaisteachta agus Solais
  - TRV (Comhla Theirmeastach Radaitheora) ar gach ciorcad raithitheoirí.
- Tá sé beartaithe againn an Córas Bainistiú Foirgnimh in Ard Oifig an Phoist, Baile Átha Cliath a nuachóiriú le rialú níos fearr ar na hualaí téitheoireacht agus soilsithe sa bhfoirgneamh a sholáthar. Sábháilfear timpeall 0.3MWh sa bhliain leis an ngníomh seo.
- Tá sé beartaithe againn chomh maith an t-eolas atá faighte ó thogra fuinnimh na bliana anuraidh in Ionad Poist Chorcaí a aistriú go Ionad Poist Bhaile Átha Luain in 2011, agus sábháil 0.2MWh a dhéanamh go bliantúil.
- Tá ídiú fuinnimh in ár n-oifigí miondíola á athbhreithniú againn agus tá sé beartaithe againn clár feabhsú fuinnimh a fhorbairt don bhliain 2012.
- Cuirfear tús le togra píolótach i rith na bliana le deimhniú an bhfuil feithiclí áirithe le cumhacht mhalartach oiriúnach le hoibriú in An Post.
- Leanfar ar aghaidh le clár bainistiú agus measúnaithe na dtiománaithe. Sa chlár seo déanfar 1,000 tiománaí breise a mheasúnú agus a oiliúint.
- Déanfar córas bainistiú faisnéise flíte agus tiománaithe nua a fhorfheidhmiú.

### Bainistiú atá bainteach le Carbón

Déanann an IPC ionadaíocht thar ceann riaracháin poist ón Eoraip, ón Áise/Aigéan Ciúin agus SAM, atá freagrach as 80% de mhéideanna post an domhain, le 275 milliún seoladh, ag úsáid 600,000 feithicil agus os cionn 100,000 ionad áise.

Tá An Post páirteach i gCóras nua Bainistiú agus Monatóireacht Comhshaoil (EMMS) an IPC chun feidhmíocht oibritheoirí poist a thagarmharcáil do bhainistiú agus astuithe carbóin. Cuireann an scéim seo ar ár gcumas tagarmharcáil a dhéanamh ar ár bhfeidhmíocht ó thaibh bainistiú carbóin agus na hathruithe a tharlaíonn sa ghnó ó bhliain go bliain a chur in iúl.

Tomhaiseann uirlis an EMMS oilteacht i mbainistiú carbóin i ndeich réimse ar leith. In 2010 bhain baill EMMS an IPC meánscór oilteachta bainistíochta 61% amach. Léiríonn sé seo go bhfuil bainistiú fuinnimh agus astuithe carbóin ina dtosaíocht don ghnó. Tá feabhsúchán bliantúil An Post ag teacht le sprioc an IPC don earnáil – 20% de laghdú faoin mbliain 2020, rud a léiríonn go bhfuil dul chun cinn á dhéanamh againn go réidh ó thaobh bainistiú fuinnimh agus inniúlacht i mbainistiú carbóin.

## Rinneamar laghdú 9,000T ar ár n-astuithe Dé-ocsaíd Carbóin i rith na bliana 2010.

Ar an iomlán, bhí astuithe 31,000T againn i rith na bliana. Éascaíodh an laghdú seo le haistriú go leictreacha inathnuachana 100%.

Rinne Maplecroft, mórchomhlacht comhairleoireachta ar riosca, freagracht agus bainisitú clú, iniúchóireacht ar ár gcuid sonraí maidir le carbón. Déanann an Chorparáid Indirnáisiúnta Poist (IPC) tagarmharcáil agus measúnú ar ár sonraí Inmharthanachta.

### Tograí comhshaoil eile

Cuireadh Córas Bainistiú Dramhaíle i bhfeidhm ar fud na Cuideachta in 2010. Leis an gcóras seo scartar dramhaíl na Cuideachta i sruthanna oiriúnacha. Dá thoradh sin, tá ráta athchúrsála 90% bainte amach ag An Post in 2010. Le scéim phíolótas i gceann dár n-aonaid Seachadta Poist laghdaíodh táillí uisce.

I rith na bliana 2010, bheartaigh an Chuideachta nach n-úsáidfí ach táirgí glantacháin in-bhithmhillte agus laghdaigh an cinneadh sin freisin ár dtionchar ar an gcomhshaol.

Tá éifeachtúlachtaí den chineál céanna ag teacht chun cinn ón ardoiliúint tiománaithe atá luaite thuas, lena n-áirítear teicnící eicea-thiomána, ár mbeartas i leith scor flíte, bainistiú breosla agus úsáid an bhreiseáin bhithbhreosla Ad Blue.

Tá togra Rátáil Fuinneamh Foirgnimh ar bun sna háitribh is mó atá ag an gCuideachta. Tá sé seo deartha chun feasacht agus úsáid fuinnimh a fheabhsú sna hionaid sin. Tá sábháil timpeall €200,000 bainte amach le córais rialú teasa agus soilsithe, agus astuithe carbóin laghdaithe ag an am céanna mar atá luaite thuas.

### An Láthair Oibre

Leanadh ar aghaidh le tograí forbartha foirne, atá deartha chun ár bhfoirne bainistíochta, riaracháin agus oibriúcháin a dheanamh níos inniúla. Cuireadh tús le ceardlanna a mbeidh ar gach ball foirne freastal orthu go luath sa bhliain 2010. Dhírigh an tionscnamh seo ar an gcaoi ar féidir leis an bhfoireann obair, agus go deimhin maireachtáil, de réir luachanna na Cuideachta. Glacadh go maith leis an ábhar agus leis an leagan amach agus glactar leis go raibh toradh dearfadh go hiomlán air.

Spreagann scéim Rothaíocht chun Oibre An Post lucht foirne chun taisteal chun oibre agus abhaile ar rothar. Chláraigh 675 ball forne don scém in 2010, agus tugann sé sin líon na bhfostaí a bhaineann leas as an scém go 1,081.

### Pobal
Mar gheall ar thionscnamh feasacht liteartha na Cuideachta tá os cionn 13,000 duine le deacrachtaí litearthachta agus uimhríochta, ag lorg cúnaimh le filleadh ar bhreisoideachas. Rinneadh athnuachan ar an bhfeachtas le linn 2010. Thiomsaíomar trí fheachtas nua fógraíochta, agus nuair a craoladh iad, tháinig méadú drámatúil ar líon na ndaoine a d'fhreagair. I gcomhar leis an Áisíneacht Náisiúnta Litearthachta d'Aosaigh d'éirigh lenár n-iarratas chuig an gCiste um Ghnomhachtú an Mhargadh Saothair le tacaíocht a fháil chun oiliúint litearthachta a sholáthar ar líne. Cuirfidh an tionscnamh ar chumas mic léinn cáilíochta ar leibhéal FETAC a bhaint amach ar líne don chéad uair.

## Leanadh ar aghaidh lenár dtogra an-rathúil Log on, Learn a théann i ngleic le fadhbanna eisiamh agus iniamh digiteach do shaoránaigh scothaosta.

Leanann An Post ar aghaidh mar cheann de phríomhurraithe na rothaíochta in Éirinn. Neartaíodh an stádas seo nuair a fuarthas na cearta teidil don aon imeacht rás UCI atá in Éirinn, Rás An Post, atá ar bun anois le 58 mbliana. Tabharfar Rás An Post air feasta. Ghlac 10,252 rothaí páirt i Sraith Rothaíochta An Post, atá ar oscailt do chách. Is comórtas spraoi, fóillíochta agus fíordhúshláin í an tSraith a bhíonn ar siúl ó Bhealtaine go Meán Fómhair. Meastar gur ghnóthaigh na bailte óstaíochta, Baile uí Bheacháin, Sligeach, Áth Triom, Dún Garbháin agus Corcaigh, os cionn €2m mar leas eacnamaíoch ón tSraithe in 2010. Déanann Comhpháirtíochtaí Áitiúla Spóirt an tSraith a chomhordú le tacaíocht an Chomhairle Spóirt.

### Músaem An Phoist
Tá Músaem An Phoist lonnaithe i gCeanncheathrú na Cuideachta agus osclaíodh go hoifigiúil i mí Iúil 2010. "Letters, Lives and Liberty" is teideal don taispeántas atá ann faoi láthair. Is meascán é de thaispeántais thraidisiúnta agus dhigiteacha, agus bronnadh rós óir air ag Gradaim na Meán Digiteacha 2011.

Tugann an músaem léargas uathúil taitneamhach de stair cheann de na hinstitiúidí is sine agus is mó measa in Éirinn. Ó stampaí agus báid máil go ról Ard-Oifig an Phoist ar Luan Cásca, 1916 insíonn "Letters, Lives and Liberty" an scéal faoin ról ríthábhachtach a bhí ag Ard-Oifig an Phoist i bhforbairt sochaí na hÉireann leis na glúnta anuas.

Leis na taispeántais físamharc agus idirghníomhacha tig le cuairteoirí na hábhair is mó a bhfuil spéis acu iontu a roghnú agus gnéithe de scéal Oifig an Phoist in Éirinn á bhfiosrú acu.

### An tAcht um Mhíchumais
Éilíonn an tAcht um Míchumais (2005) ar chomhlachtaí poiblí a chinntiú thar am, go bhfuil foirgnimh agus seirbhísí inrochtaine do dhaoine faoi mhíchumais.

Tá na réimsí sin d'fhoirgnimh a bhfuil rochtain ag an bpobal orthu go háirithe le bheith inrochtaine faoin mbliain 2015 ar a dhéanaí. Ar an iomlán, tá ag éirí leis An Post a chuid tiomantas faoin Acht a chomhlíonadh. Feidhmítear formhór na n-oifigí poist áfach ar bhonn fho-chonradh ag máistrí agus máistreásaí poist atá ceaptha ag An Post agus níl sé de chumas ag an gCuideachta iachall a chur orthu athruithe a dhéanamh ar a n-áitribh. Tá teagmháil déanta ag An Post leo go léir; cuireadh ar an eolas iad faoi riachtanais an Achta, agus spreagadh iad chun dul i ngleic le haon fhadhb rochtana a bheadh ina n-áitribh. Éilítear ar an máistir nó ar an mháistreás poist, mar chonraitheoir i ngach conradh nua, áitribh inrochtana a sholáthar.

**Tugadh táirge nuálach isteach in 2010 lena gclóbhuailtear ainmníocht stampa ag am an cheannacháin.**

# Eisiúint Stampaí agus Foilseacháin Stampshanais

Eisíodh an Seachtú Sraith Dheifnídeach dar teideal Ainmhithe agus Beatha Muirí sa bhformáid nua chomh maith leis an gcur chuige grianghrafach a úsáid.

Eisíodh 51 stampa speisialta agus comórtha in 2010 le sainábhair éagsúla ar nós Europa – Leabhair do Pháistí go comheisiúint leis an tSualainn le saol an ghreanadóir stampaí Czeslaw Slania a cheliúrach. Ba iad na stampaí a eisíodh in ómós do na réaltaí popcheoil tosaigh Éireannacha, na Seobhannaí clúiteacha agus seisear dearthóir faisin Éireannacha a raibh dearadh chlúdaigh na n-irisí Vogue agus Elle ar a stampaí. Eisíodh Leabhráin Ardghradaim chomh maith leis na heisiúintí mór-rachairte stampaí seo.

Rinneadh comóradh ar Bernardo O'Higgins agus John (Juan) McKenna a bhí páirteach i gcogadh na saoirse sa tSile i gcomheisiúint stampaí le Oifig Phost na Síle ar ócáid 200 bliain neamhspleáchas na Sile ón Spáinn.Ba í an chomheisiúint seo an chéad cheann a rinne An Post i gcomhar le tír i Meiriceá Theas.

Ceiliúradh cuimhneacháin speisialta institiúidí móra Éireannacha ar nós Bantracht na Tuaithe, Cumann Cathaoir Rotha na hÉireann agus AA Ireland i rith na bliana.

Aithníodh cuimhneachán 150 bliain ár gcéad Uachtarán, Dubhghlas de hÍde, le stampa ar a raibh grianghraf portráide agus comóradh cumhneachán 25 bliana Gaisce – Gradam an Uachtaráin chomh maith.

Foilsíodh punann ilghnéitheach comhthaobhach chomh maith, lena n-áirítear Pacáiste Bliana agus bailiúchán Clúdaigh Céad Lae. Foilsíodh bliainiris Stampaí na hÉireann arís leis an gcaighdeán is airde deartha téacs agus íomháíochta le léargas a thabhairt ar gach eagrán ón chlár bliantúil, le heagrán caighdeánach agus eagrán galánta. In 2010, bhuaigh An Post Buanghradam Jim McNaughton Allianz 'Busines to Arts' don Chleachtas Coimisiúnaithe is Fearr dá Leabhar Bliana.


Éire
Tursiops truncatus
Deilf Bholgshrónach • Bottlenose Dolphin


Éire
Aquila chrysaetos
Iolar Fíréan • Golden Eagle


Éire
Cicindela campestris
Ciaróg Thíograch Uaine
Green Tiger Beetle


Éire
Pagurus bernhardus • Faocha Ghliomaigh
Hermit Crab


Éire
Octopus vulgaris
Ochtapas Coiteann • Common Octopus


Éire
Sciurus vulgaris
Iora Rua • Red Squirrel


Éire
Lomanotus genei
Bodalach • Sea Slug


Éire
Parablennius gattorugine
Ceannruán Rocach • Tompot Blenny


Éire
55c
Roderic O'Conor
1860 – 1940


Éire
55c
Roderic O'Conor
1860 – 1940


ÉIRE
55c
Dubhghlas de hÍde 1860-1949 Douglas Hyde
2010


Lá Fhéile Pádraig
ÉIRE 82c


Éire
€0.55
10308
02501000001 2


ÉIRE 55c
GREETINGS ★ BEANNACHTAÍ


COMHEISIÚINT ÉIRE – AN tSUALAINN
JOINT ISSUE IRELAND – SWEDEN
ÉIRE 55c
2010


ÉIRE 55c
NOLLAIG


Éire
€0.82
10308
02501000001 1


ÉIRE 55c
GREETINGS ♥ BEANNACHTAÍ

## Fócas ar an gCustaiméir

D’éirigh linn feabhas a chur ar gach ceann de phríomhghnéithe ár ngnó i 2010 – cáilíocht na seirbhíse, srianadh costais agus leathnú an bhonn ioncaim.

# Clár

**Is cúis áthais do na stiúrthóirí an seachtú Tuarascáil Bhliantúil agus fiche maraon le ráitis airgeadais iniúchta an Ghrúpa don bhliain dar críoch an 31 Nollaig, 2010, a chur i láthair i gcomhlíonadh a gcuid dualgas faoi Achtanna na gCuideachtaí, 1963 go 2009.**

### 1. An Grúpa agus a Phríomhghníomhaíochtaí

Feidhmíonn an Chuideachta an tseirbhís náisiúnta poist agus seirbhís tarchur airgid agus cuireann sí seirbhísí gníomhaire ar fáil do Ranna Rialtais, do Ghníomhaireacht Bainistíochta an Chisteáin Náisiúnta, do Chomhlacht an Chrannchur Náisiúnta, agus comhlachtaí eile.

Tá gnáthscair amháin ag an Aire Airgeadais agus tá an chuid eile den scairchaipiteal eisithe i seilbh an Aire Cumarsáide, Fuinnimh agus Acmhainní Nádúrtha.

Tugtar sonraí faoi na gníomhaíochtaí a dhéanann fofhiontair, fiontair chomhlachaithe agus comhfhiontair, maraon leis an bhfaisnéis a éilítear in Alt 158 d'Acht na gCuideachtaí, 1963 i nóta 25 do na ráitis airgeadais.

### 2. Torthaí

Tá sonraí faoi thorthaí na bliana leagtha amach sa chuntas comhdhlúite brabúis agus caillteanais ar leathanach 66 agus sna nótaí gaolmhara do na ráitis airgeadais. Ní mholann na stiúrthóirí go n-íocfaí díbhinn don bhliain.

### 3. Athbhreithniú Gnó

Is toradh sásúil é an brabús oibriúcháin de €5.8m don bhliain i bhfianaise chúlú eacnamaíoch na bliana 2010. Cé go raibh méadú an-bheag ar an láimhdeachas i gcomparáid le 2009, tá tionchar an chúlú le feiceáil sa laghdú láimhdeachais sa ghnó poist a thit ó €566m go €552m. Is féidir é seo a fhritháireamh in aghaidh an mhéadú in ioncam An Post a ghnóthaigh as fás leanúnach in idirbhearta sa líonra miondíola chomh maith le hinsreabhadh láidir isteach i scéimeanna coigiltis an stáit agus méadú i seirbhísí eile de bharr éadálacha nua i rith na bliana. Tháinig laghdú €26m (3.4%) ar chostais oibriúcháin An Post, ó €767m go €741m, agus tháinig €20m de sin as laghdú i gcostais foirne. D'eascair an chuid is mó den laghdú seo as laghdú i líon na bhfostaithe lánaimseartha agus srianta ar chostais neamhphá. Bhí caillteanas €25m ag an nGrúpa tar éis cánach tar éis muirir eisceachtúil €20m maidir le costais téarfa.

Thit an t-easnamh pinsin ó €403m ar an 31 Nollaig, 2009 go €368m ar an 31 Nollaig, 2010 rud a léiríonn an téarnamh leanúnach a bhí ar luach sócmhainní na scéime. Laghdaidh na glandliteanais sa chlár comhardaithe don Ghrúpa go €45m ar an 31 Nollaig, 2010 i gcomparáid le glandlinteanais €48m ar an 31 Nollaig, 2009.

Bheartaigh scairshealbhóirí Postbank Ireland Ltd, BGL BNP Paribas Fortis agus An Post, gan leanúint ar aghaidh lena gcomhfhiontar níos faide ná an bhliain féilire 2010. Ba é €6.6m (2009: €10.8m) sciar an Ghrúpa de chaillteanas oibriúcháin an chomhfhiontair.

Tá an fhaisnéis a éilítear i Rialachán 37 de Rialacháin na gComhphobal Eorpacha (Cuideachtaí: Cuntais Ghrúpa), 1992, áirithe sa bhfaisnéis a thugtar ar leathanaigh 10 go 23.

Tugann na stiúrthóirí agus an lucht bainistíochta aird ar réimse de phríomhtháscairí feidhmíochta (PTF) chun monatóireacht a dhéanamh ar fheidhmíocht, agus cuirtear iad seo a leanas san áireamh:

**PTF**

| | Feidhmíocht i 2010 | Feidhmíocht i 2009 |
|---|---|---|
| **Brabús Oibriúcháin** | | |
| Brabús oibriúcháin mar chéatadán den láimhdeachas | 0.7% | 0.7% |
| Costais foirne agus máistrí poist mar chéatadán de lán costais oibriúcháin | 62.0% | 63.8% |
| Costais máistrí poist mar chéatadán de lán costais oibriúcháin | 10.0% | 10.0% |
| Costais oibriúcháin eile mar chéatadán de lán costais oibriúcháin | 28.0% | 26.2% |
| Airgead sa Bhanc agus ar lámh | €198.1m | €272.4m |
| **Foireann – Meánchóibhéis Lánaimseartha (CLA)** | | |
| Cuideachta | 10,129 | 10,498 |
| Fochuideachtaí | 481 | 356 |
| Grúpa | 10,610 | 10,854 |
| Ráta reatha CLA na cuideachta ag deireadh na bliana | 9,624 | 9,955 |
| **Gnó Poist** | | |
| Innéacs croí-ioncaim ó litreacha* (leathanach 103) | (7.2%) | (10.0%) |
| Caighdeán na seirbhíse (náisiúnta) – píosa tosaíochta aonair a seachadadh an chéad lá eile | 85%** | 84% |
| **Gnó miondíola** | | |
| Idirbhearta leasa sóisialaigh | 43.5m | 42.0m |
| Idirbhearta Íocaíocht Bille | 25.2m | 25.2m |
| Díolacháin Ceadúnais Teilifíse (mílte) | 1,432k | 1,436k |
| Táirgí infheistíochta – Glan-insreabhadh ciste | €2,683m | €1,412m |
| Banc Taisce an Phoist – Glan-insreabhadh ciste | €429m | €103m |
| Duaisbhannaí – Glan-insreabhadh ciste | €258m | €269m |
| Buirgléireacht agus gadaíocht – líon na dteagmhas | 73 | 100 |
| **Seirbhís do Chustaiméirí** | | |
| Gearáin i scríbhinn | 26,373 | 28,562 |
| Fiosruithe teileafóin*** | 446,682 | 353,162 |

* 1% den mheath mar gheall ar aimsir neamhghnách mhí na Nollag
** Figiúirí 3ú Ráithe de réir monatóir ComReg
*** Léiríonn an méadú feabhsúchán sa chóras taifeadadh glaonna

De réir an cheanglais anailís a dhéanamh ar na príomhrioscaí agus na neamhchinnteachtaí atá ann d'fhorbairt an Ghrúpa agus na Cuideachtaí, aithníodh na nithe seo a leanas:

- cúinsí ginearálta eacnamaíochta;
- an gá atá le cláir athraithe aontaithe a fhorfheidhmiú go hiomlán;
- tionchar na hionadaíocht leictreonaí;
- tionchar liobrálú imlán an mhargaidh sa bhliain 2011;
- praghsanna dóthanacha a bhaint amach ar son seirbhísí;
- an gá atá le spriocanna caighdeán seirbhísí a bhaint amach agus a choinneáil;
- caillteanas ionchasach seirbhísí suntasacha gníomhaireachta;
- níor réitíodh fabhbanna i gcaidreamh tionsclaíoch trí na próisis a bhí aontaithe.

Tá anailís déanta ag na stiúrthóirí orthu seo agus ar rioscaí eile agus tá cláir oiriúnacha curtha ar bun chun bainistiú agus rialú a dhéanamh ar na rioscaí seo. Sa Ráiteas maidir le Rialachas Corparáideach ar leathanaigh 45 go 54 leagtar amach na beartais agus an chur chuige maidir le rioscaí, agus na nósanna imeachta agus na freagrachtaí inmheánacha a bhaineann leo.

#### 4. Na Stiúrthóirí, an Rúnaí agus a gcuid Leasanna

Rinneadh na hathruithe seo a leanas i gcomhdhéanamh an Bhoird ó dháta thuarascáil na stiúrthóirí roimhe seo:

Ceapadh Thomas Devlin ar an 26 Márta, 2010.
D'éirigh Louise English as ar an 31 Bealtaine, 2010.
Ceapadh Peter Ormond ar an 8 Márta, 2011.

D'éirigh Michael Tyndall as mar Rúnaí na Cuideachta ar an 21 Márta, 2011 agus ceapadh Jack Dempsey mar Rúnaí Cuideachta ar an dáta sin.

Ní raibh leas ar bith i scaireanna ná i mbintiúirí na Cuideachta ná aon chuideachta sa Ghrúpa ag tús na bliana (nó ag an dáta ceapacháin má bhí níos déanaí) ná ag deireadh na bliana ag na stiúrthóirí ná ag an rúnaí a bhí in oifig ar an 31 Nollaig, 2010 (2009: Tada).

#### 5. Fostaithe

Is fostóir comhdheiseanna é an Grúpa. Breithnítear gach iarratas ar fhostaíocht go hiomlán agus go cóir, tugtar aird chuí ar infheidhmeacht agus ar chumas an duine agus ar riachtanais an phoist a bhíonn i gceist. Caitear le gach duine ar an gcaoi chéanna ó thaobh oiliúna, forbairt ghairme agus ardú céime. Deimhníonn An Post go sáraíonn fostaíocht daoine le míchumais an sprioc de 3% a leagadh amach faoin Acht um Mhíchumais, 2005.

Tá An Post tiomanta do na caighdeáin sábháilteachta agus cleachtais sábháilte is airde a chinntiú dá fhostaithe, dá chonraitheoirí agus do bhaill an phobail de réir an Acht um Shábháilteacht, Sláinte agus Leas ag an Obair, 2005. In 2010, bhí 41.6 timpiste le cailliúint ama ann do 1,000 fostaí. Méadú 19% a bhí anseo ar 2009, agus tharla sé seo den chuid is mar gheall ar an drochaimsir a bhí ann ag tús agus deireadh na bliana.

Tá An Post tiomanta do thimpistí le cailliúint ama a laghdú agus le sin a bhaint amach tá clár feabhsú sábháilteachta ar bun lena n-áirítear iniúchóireachtaí creidiúnaithe a chur i gcrích don chaighdeán OHSAS 18001:2007. Chomh maith leis sin, d'fhreastail 5,341 fostaí ar chúrsaí sonracha oiliúint sábháilteachta i 2010, agus a lán eile ag freastal ar chúrsaí ina raibh an tsábháilteacht san áireamh. Áirítear anseo bliain 1 de chlár 3 bliana a cuireadh i gcrích le hardoiliúint tiomána a sholáthar do gach tiománaí den 1,013 a thiománann flít na Cuideachta. Tuigtear do An Post go mbaineann íoschaighdeán inghlactha lena oibleagáidí dlíthiúla, agus dá bhrí sin tá a dhícheall á dhéanamh ag An Post feasacht na bhfostaithe agus na gconraitheoirí faoi riachtanas na gcaighdeán sábháilteachta is airde a mhéadú.

### 6. Íoc Pras Cuntas

Is é beartas An Post riachtanais na reachtaíochta ábhartha maidir le híoc pras cuntas a chomhlíonadh. Is iad gnáth-théarmaí an Ghrúpa maidir le creidmheas a ghlacadh, mura sonraítear a mhalairt i socraithe sonracha conartha, ná 30 lá. Tá rialuithe inmheánacha cuí ann, lena n-áirítear róil agus freagrachtaí atá sainmhínithe go soiléir agus tuairisciú agus athbhreithniú míosúil ar chleachtais íocaíochta. Tugann na nósanna imeachta seo dearbhú réasúnta nach bhfuil absalóideach in aghaidh neamhghéilliúntas ábhartha do na rialacháin.

### 7. Taifid Chuntasaíochta

Trí fhoireann chuntasaíochta le saineolas cuí a fhostú agus acmhainní dóthanacha a sholáthar don fheidhm airgeadais, creideann na stiúrthóirí go bhfuil riachtanais Alt 202 d'Acht na gCuideachtaí, 1990 maidir le leabhair chuntais comhlíonta acu. Coinnítear leabhair chuntais na Cuideachta ag áitreabh na Cuideachta ag Ard-Oifig an Phoist, Sráid Uí Chonaill, Baile Átha Cliath 1.

### 8. Iniúchóirí

De réir Alt 160(2) d'Acht na gCuideachtaí, 1963, fanfaidh an t-iniúchóir, KPMG, Cuntasóirí Cairte, in oifig.

**Thar ceann an Bhoird**

**John Fitzgerald,** Cathaoirleach
**Donal Connell,** Stiúrthóir
*24 Márta, 2011*

**Is tosaíocht leanúnach ag stiúrthóirí An Post é ardchaighdeáin a choinneáil do rialachas corparáideach. Agus beartas don rialachas corparáideach á fhorbairt, theastaigh ón mBord éifeacht a thabhairt don Chód Cleachtais do Rialachas Comhlachtaí Stáit, arna eisiúint ag an Roinn Airgeadais, agus do phríomhphrionsabail agus do phrionsabail tacaíochta an rialachais chorparáidigh mar atá imlínithe i gComhchód 2009 arna eisiúint ag Comhairle Tuairiscithe Airgeadais na Ríochta Aontaithe. Cé nach bhfuil baint dhíreach ag forálacha an Chomhchóid ach le cuideachtaí liostaithe, creideann an Bord go gcuidíonn a bhfeidhmiú, nuair is cuí, leis An Post i gcomhlíonadh an chleachtais is fearr don rialachas corparáideach.**

Tá na stiúrthóirí freagrach do na scairshealbhóirí as an dearialachas corparáideach agus tugann an tuarascáil seo aghaidh ar an gcaoi a gcuirtear an Cód Cleachtais do Rialachas Comhlachtaí Stáit agus príomhphrionsabail agus prionsabail thacaíocht an Chomhchóid i bhfeidhm in An Post.

### An Bord

Is é an Bord Stiúrthóirí a rialaíonn an Grúpa. Is iad príomhrólanna an Bhoird maoirsiú a dhéanamh ar oibriúchán an Ghrúpa, cinnireacht a sholáthar, cuspóirí straitéiseacha a fhaomhadh agus a chinntiú go gcuirtear na hacmhainní airgeadais agus eile atá riachtanach ar fáil ionas gur féidir na cuspóirí sin a bhaint amach. Tagann an Bord le chéile uair sa mhí agus fágtar cinntí faoi ábhair áirithe faoin mBord go sonrach.

Áirítear ar na freagrachtaí sonracha a fhágtar faoin mBord: straitéis an Ghrúpa a shocrú agus buiséad bliantúil agus teilgin mheántéarma a fhaomhadh; feidhmíocht oibriúcháin agus feidhmíocht airgeadais a athbhreithniú; mórchaiteachas caipitil a fhaomhadh; córais rialaithe airgeadais agus bainistithe rioscaí an Ghrúpa a athbhreithniú; a chinntiú go bhfuil pleananna forbartha bainistíochta agus pleananna comharbais cuí ann; feidhmíocht chomhshaoil, sláinte agus sábháilteachta an Ghrúpa a athbhreithniú; ceapachán Rúnaí na Cuideachta a fhaomhadh; agus a chinntiú go mbeidh idirphlé sásúil á dhéanamh leis na scairshealbhóirí.

Tá na freagrachtaí seo a leanas tarmligthe ag an mBord chuig an mbainistíocht: Pleananna straitéiseacha le haghaidh breithniú an Bhoird, a léiríonn cuspóirí agus tosaíochtaí níos fadtéarmaí arna mbunú ag an mBord a fhorbairt agus a mholadh; straitéisí agus beartais an Ghrúpa, arna gcinneadh ag an mBord, a fheidhmiú; monatóireacht a dhéanamh ar torthaí oibriúcháin agus airgeadais in aghaidh pleananna agus buiséid; tosaíocht a thabhairt do leithdháileadh acmhainní teicniúla agus acmhainní daonna; agus córais bhainistiú rioscaí a fhorbairt agus a fheidhmiú.

### Róil an Chathaoirligh agus an Phríomhfheidhmeannaigh

Is é an Cathaoirleach a stiúrann an Bord lena straitéis a chinneadh agus lena chuspóirí a bhaint amach. Tá an Cathaoirleach freagrach as gnó an Bhoird a eagrú, éifeachtacht an Bhoird a chinntiú agus clár oibre an Bhoird a leagan amach. Áisíonn an Cathaoirleach obair éifeachtach gach stiúrthóra agus caidreamh úsáideach idir an stiúrthóir feidhmeannach agus na stiúrthóirí eile, cinntíonn go bhfaigheann stiúrthóirí faisnéis chruinn, thráthúil, agus shoiléir agus bainistíonn sé cumarsáid éifeachtach le scairshealbhóirí.

Tá an Príomhfheidhmeannach i gceannas an Ghrúpa go díreach, ar bhonn lá go lá, agus tá sé freagrach as feidhmíocht airgeadais agus oibriúcháin an Ghrúpa.

### An Stiúrthóir Neamhspleách Sinsireach

Bhreithnigh an Bord an cheist maidir le comhalta dá gcuid, sa bhreis ar an gCathaoirleach a ainmniú ina Stiúrthóir Neamhspleách Sinsearach, ach creideann an Bord i gcónaí, nach bhfuil an moladh seo de chuid an Chomhchóid infheidhme i bhfianaise struchtúr dlíthiúil An Post.

### Sriúrthóirí agus Neamhspleáchas na Stiúrthóirí

Is é an tAire Cumarsáide, Fuinnimh agus Acmhainní Nádúrtha a cheapann gach stiúrthóir don Bhord agus leagtar amach na coinníollacha a bhainfidh lena gceapacháin agus a dtáillí i scríbhinn. Déantar fostaithe a thoghadh mar stiúrthóirí de réir na nAchtanna um Páirteachas Lucht Oibre (Fiontair Stáit) 1977 go dtí 1993 ar feadh téarma ceithre bliana. Déantar máistir poist a thoghadh mar stiúrthóir de réir Alt 81 den Acht Seirbhísí Poist agus Teileachumarsáide, 1983 ar feadh téarma trí bliana. Ceapfar na stiúrthóirí eile ar fad ar feadh téarma buan, téarma cúig bliana de ghnáth.

Tá cúigear déag stiúrthóirí ar an mBord, mar atá: An Príomhfheidhmeannach, cúigear fostaí mar stiúrthóirí, máistir poist amháin mar stiúrthóir, agus ochtar stiúrthóirí nach feidhmeannaigh iad. Tugtar ainmneacha agus sonraí beathaisnéise na stiúrthóirí ar leathanach 8 agus 9. Tá postanna an Chathaoirligh agus an Phríomhfheidhmeannaigh ag daoine éagsúla. Mar gheall ar a stádas mar Chuideachta faoi úinéireacht iomlán an Stáit agus freagracht a príomhscairshealbhóra ó thaobh ceapadh stiúrthóirí, creideann an Bord nach bhfuil na critéir a bhíonn in úsáid le neamhspleáchas stiúrthóirí cuideachta atá liostaithe a bhreithniú oiriúnach d'imthosca An Post. Dá thoradh sin, níl meastóireacht déanta ag an mBord ar neamhspleáchas na stiúrthóirí in aghaidh na gcritéar atá leagtha amach sa Chomhchód.

Éilíonn an Comhchód ar an gCathaoirleach cruinnithe a thionól leis na stiúrthóirí neamhfheidhmiúcháin gan an stiúrthóir feidhmiúcháin a bheith i láthair. Tá nósanna imeachta foirmeáilte ag an mBord maidir leis seo.

Tá sé de cheart ag na Stiúrthóirí a chinntiú go ndéantar taifead i miontuairiscí an Bhoird ar aon ábhar imní neamhréitithe a bheadh acu maidir le feidhmiú an Ghrúpa. Má bhíonn aon ábhar imní den sórt sin acu, féadfaidh siad, agus iad ag éirí as a bpost, ráiteas i scríbhinn a sholáthar don Chathaoirleach, le dáileadh ar an mBord.

Tugtar rochtain ar chomhairle ghairmiúil neamhspleách do na stiúrthóirí, ar chostas an Ghrúpa, nuair a mheasfaidh na stiúrthóirí go bhfuil sin riachtanach chun a bhfreagrachtaí mar stiúrthóirí a chomhlíonadh.

### Forbairt Ghairmiúil

Nuair a cheaptar stiúrthóirí nua, bíonn orthu uile a bheith páirteach i gclár insealbhaithe mar a bhfaighidh siad faisnéis faoin nGrúpa, faoi ról an Bhoird agus na hábhair a fhágtar faoin mBord le cinneadh, faoi théarmaí tagartha agus comhaltas an phríomh-Bhoird agus Coistí an Bhoird, faoi chleachtais agus nósanna imeachta rialachas chorparáideach an Ghrúpa, lena n-áirítear na freagrachtaí a tharmligtear chuig bainistíocht shinsearach an Ghrúpa, agus an fhaisnéis airgeadais is déanaí maidir leis an nGrúpa. Go hiondúil bíonn cruinnithe forlíontacha acu freisin le feidhmeannaigh tábhachtacha sinsearacha. Bíonn na stiúrthóirí á dtabhairt cothrom le dáta go leanúnach trí mhionteagaisc i scríbhinn agus trí chruinnithe a thionól le feidhmeannaigh shinsearacha, le linn a dtréimhse i seilbh oifige, maidir le gnó an Ghrúpa, na timpeallachtaí iomaíocha agus rialaithe ina bhfeidhmíonn sé, cúrsaí a bhaineann le freagracht chorparáideach shóisialach

agus athruithe eile a mbeidh tionchar acu ar an nGrúpa agus an tionscal poist ina iomlán. Cuirtear stiúrthóirí ar an eolas freisin, nuair a cheaptar iad, i scríbhinn agus trí chruinnithe pearsanta le Rúnaí na Cuideachta, maidir lena bhfreagrachtaí agus oibleagáidí ó thaobh an dlí agus eile agus iad ina stiúrthóirí. Tugtar cothrom le dáta iad chomh maith maidir le hathruithe ar riachtanais rialachais agus dlí an Ghrúpa agus orthu féin mar stiúrthóirí.

### Meastóireacht Feidhmíochta

Tá próiseas foirmiúil glactha agus á fheidhmiú ag an mBord don mheastóireacht bhliantúil ar a fheidhmíocht féin agus ar a bpríomh Choistí. Creideann an Bord go mbeadh sé mí-oiriúnach aon mheastóireacht bhreise eile a thabhairt isteach ar stiúrthóirí aonaracha mar gheall ar an gcaoi a gceaptar stiúrthóirí, an struchtúr scairshealbhóireachta agus nósanna imeachta an Bhoird atá ann cheana.

### Rúnaí na Cuideachta

Is fostaí lánaimseartha de chuid An Post é Rúnaí na Cuideachta. Tá Rúnaí na Cuideachta freagrach as an mBord a chomhairliú ar na nithe rialachais ar fad tríd an gCathaoirleach. Tá rochtain ag gach stiúrthóir ar chomhairle agus seirbhísí Rúnaí na Cuideachta. Forálann Airteagail Chomhlachais na Cuideachta gur cúrsaí don Bhord iomlán iad Rúnaí na Cuideachta a cheapadh agus a bhriseadh as a phost.

### Faisnéis

Dáilítear tuarascálacha agus páipéir go rialta ar na stiúrthóirí, ar shlí thráthúil agus iad ag ullmhú do chruinnithe Boird agus Coistí. Bíonn faisnéis a bhíonn iarrtha go sonrach ag stiúrthóirí mar fhorlíonadh do na páipéir sin ó am go ham.

Faigheann na stiúrthóirí cuntais mhíosúla bainistíochta agus tuairiscí bainistíochta agus faisnéis rialta a chuireann ar a gcumas feidhmíocht an Ghrúpa agus feidhmíocht na bainistíochta a scrúdú i gcomparáid le cuspóirí atá aontaithe.

### Caidreamh le Scairshealbhóirí

Bíonn cumarsáid leanúnach maidir le saincheisteanna straitéiseacha, ag an mBord agus ag an mbainistíocht le scairshealbhóirí na Cuideachta. Tugann an Cathaoirleach agus an Príomhfheidhmeannach aiseolas don Bhord maidir le saincheisteanna a chuireann na scairshealbhóirí faoina mbráid. Go hiondúil freastalaíonn na stiúrthóirí ar fad ar an gCruinniú Ginearálta Bliantúil agus iarrtar ar scairshealbhóirí ceisteanna a chur i rith an chruinnithe agus casadh le stiúrthóirí nuair a bhíonn na himeachtaí foirmiúla críochnaithe.

### Rialú Inmheánach

Tá próiseas leanúnach ann chun na rioscaí suntasacha a thagann os comhair an Ghrúpa a aithint, a mheas agus a bhainistiú. Athbhreithníonn na stiúrthóirí an próiseas sin atá bunaithe ar an gComhchód Treorach do stiúrthóirí arna eisiúint ag Institiúid na gCuntasóirí Cairte i Sasana agus sa Bhreatain Bheag (Treoir Turnbull), go tréimhsiúil, agus bhí an próiseas i bhfeidhm ar feadh na tréimhse cuntasaíochta agus suas go dtí an dáta ar faomhadh na ráitis airgeadais.

De réir threoir choiste Turnbull, tá na stiúrthóirí freagrach as córas rialaithe inmheánaigh an Ghrúpa, ba chóir dóibh beartais chuí ar rialú inmheánach a leagan amach, dearbhú rialta a lorg a chuirfidh ar a gcumas a bheith

sásta go bhfuil an córas ag feidhmiú go héifeachtach agus ba chóir dóibh a chinntiú go bhfuil éifeacht ag an gcóras rialaithe inmheánaigh maidir le rioscaí a bhainistiú ar an tslí atá faofa acu. Tá córas den sórt sin leagtha amach chun rioscaí gnó a bhainistiú seachas deireadh a chur leo agus ní thugann an córas ach dearbhú réasúnta seachas dearbhú iomlán in aghaidh caillteanais nó mí-ráitis ábhartha.

Rinne na stiúrthóirí athbhreithniú leanúnach ar éifeachtacht chóras rialuithe airgeadais agus neamhairgeadais an Ghrúpa i rith 2010, lena n-áirítear rialuithe oibriúcháin agus géilliúntais, bainistiú riosca agus socruithe rialaithe inmheánaigh ardleibhéal an Ghrúpa. Áirítear measúnacht bainistíochta ar rialuithe inmheánacha, dearbhú bainistíochta ar chothabháil rialuithe, tuairiscí ó na hiniúchóirí inmheánacha agus tuairiscí ó na hiniúchóirí seachtracha maidir le nithe a aithníodh le linn a gcuid oibre iniúchta reachtúil, ar na hathbhreithnithe sin.

Breathnaíonn an Grúpa ar bhainistiú cúramach riosca mar phríomhghníomhaíocht bainistíochta. Tá Beartas Bainistiú Riosca agus Creatlach Bainistiú Riosca glactha ag an mBord agus tá Príomhoifigeach Riosca ceaptha acu. Athaimníodh an Coiste Iniúchóireachta agus Slándála mar an Coiste Iniúchóireachta agus Riosca mar léiriú ar leasú a théarmaí tagartha a chuimsíonn freagrachtaí Coiste Riosca anois. Tá bainistiú riosca ar mhaithe le deiseanna gnó a sheachadadh mar eochairghné de gach gníomhaíocht. Déantar é seo trí chreatlach simplí solúbtha a úsáid a chuireann bealach comhleanúnach comhsheasmhach ar fáil chun luacha an Ghrúpa a fhorfheidhmiú. Ba cheart go dtuigfí na rioscaí seo, idir rioscaí straitéiseacha, oibriúcháin, clú agus comhshaoil, agus go mbeadh siad le feiceáil. Is é an comhthéacs gnó maidir le gach cás a chinneann an leibhéal riosca agus rialuithe inghlactha.

Tá an bhainistíocht freagrach as rioscaí shuntasacha a aithint agus a mheas agus as rialuithe inmheánacha cuí a leagan amach agus a fheidhmiú. Déantar measúnú ar na rioscaí sin, a thagann as foinsí éagsúla seachtracha agus inmheánacha, ar bhonn leanúnach. Tuairiscíonn an bhainistíocht chuig an mBord go rialta, ar na príomhbhunrioscaí sa ghnó agus ar an tslí a mbainistítear na rioscaí sin. Tuairiscíonn an bhainistíocht chuig an mBord freisin maidir le haon athruithe suntasacha ar ghnó an Ghrúpa agus ar aon rioscaí a bhaineann le hathruithe den sórt sin. Is cuid lárnach den timpeallacht rialaithe inmheánach é an próiseas a úsáidtear chun rioscaí lárnacha a aithint agus a bhainistiú.

Is iad seo a leanas na príomhnósanna imeachta a bhunaigh na stiúrthóirí ag féachaint do rialú inmheánach éifeachtach a sholáthar:

- Fócas soiléir ar chuspóirí gnó arna gcinneadh ag an mBord tar éis freagrachtaí reachtúla agus próifíl riosca gnó an Ghrúpa a bhreithniú.
- Struchtúr eagrúcháin sainmhínithe le línte freagrachta soiléire, tarmligean údarais, agus dualgais a dheighilt a leagfar amach chun timpeallacht rialaithe thairbheach a chothú.
- Próiseas bainistithe riosca a bhreithneoidh straitéis agus forbairt an ghnó i gcomhthéacs an phróisis bhliantúil buiséid agus pleananna airgeadais agus spriocanna feidhmíochta á socrú agus á n-athbhreithniú ag an mBord de réir chuspóirí foriomlána an Ghrúpa.
- Córas tuairisceoireachta agus rialaithe a chinntíonn go mbíonn gnónna aonair ag tuairisciú chuig an mBord ar bhonn leanúnach faoina ndul chun cinn i leith cuspóirí a bhaint amach. Clúdaíonn an córas tuairisceoireachta feidhmíocht oibriúcháin agus airgeadais araon, tarlaíonn sé ar bhonn tráthúil agus cinntíon sé go ndéantar éagsúlachtaí buiséid a scrúdú agus go dtéitear i ngleic leo go pras.
- Déanann Rannóg Airgeadais an Ghrúpa tuarascálacha airgeadais a ullmhú, lena n-áirítear na tuarascálacha comhdhlúthaithe bliantúla. Rialaítear próiseas tuairisceoireachta airgeadais an Ghrúpa ag úsáid beartais dhocaiméidithe cuntasaíochta agus formáidí tuairisceoireachta atá eisithe ag rannóg airgeadais an Ghrúpa roimh dheireadh gach tréimhse tuairisceoireachta. Tugann rannóg Airgeadais an Ghrúpa tacaíocht do gach aonán le treoir maidir le faisnéis airgeadais a ullmhú. Tá líonra bainisteoirí airgeadais ar fud an Ghrúpa le tacú leis an bpróiseas seo, agus tá freagracht agus cuntasacht orthu faisnéis a sholáthar de réir na mbeartas atá aontaithe, lena n-áirítear faisnéis airgeadais a réiteach le córais phróiseála. Tá socruithe mar thaca faoina cháilíócht le dualgais a leithscaradh mar áis do sheiceáil neamhspleách ar iontaofacht na sonraí airgeadais. Tá an fhaisnéis airgeadais do gach aonán faoi réir ag athbhreithniú ag leibhéal an aonáin agus an ghrúpa atá ag tuairisciú ag an mbainistíocht shinsireach. Déanann an Coiste Iniúchóireachta agus Riosca athbhreithniú ar na cuntais bhliantúla sula gcuirtear iad faoi bhráid an Bhoird le hathbhreithniú agus le faomhadh.
- Feidhm iniúchta inmheánach a dhéanfaidh monatóireacht ar chomhlíonadh beartas agus éifeachtacht rialú inmheánach laistigh de ghnólachtaí an Ghrúpa. Díreofar oibriú na feidhme iniúchta inmheánaigh ar na réimsí is mó riosca don Ghrúpa.
- An Coiste Iniúchóireachta agus Riosca, coiste ar leibhéal an Bhoird, a fhaomhóidh pleananna iniúchta inmheánaigh agus seachtracha agus a bheidh ag déileáil le saincheisteanna rialaithe suntasacha a thabharfaidh na hiniúchóirí inmheánacha agus seachtracha ar aird.

